## leis an uġdar ċéadna

### pádraig mac piarais: sgéalaiḋe.

Léirṁeas i nGaoluinn is i mBéarla
ar Sgéaltaiḃ an Ṗiarsaiġ
Cló-luċt an Talbóidiġ ... .. 2s.

### an cloċar.

Dráma um Ṁiorḃuilt don Scoil.
Cló-luċt an Talbóidiġ ... ... 1s.

### AN ENGLISH POET'S NATURE LORE.

i mBéarla.
Cló-ċumann an t-Seandúin.
Áit an Emmotaiġ i gCorcaiġ ... 1s. 6d.

Óir-chiste

# Óir-Ċiste

## Duanaire Liricí do'n Aos Foġluma

Séamus Ó hAoḋa, M.A.
Do Ṫoiġ




Comhluċt Oideaċais na hÉireann, Teoranta,
89, Sráid an Tálbóidiġ, Baile Áṫa Cliaṫ.

1922

*Treasury of Verse*

do

Éilís ní Ṡúileaḃáin, m.a.

Ollaṁ le hOideaċas.

ṫairgim an leaḃar so.

Gaḃaim mo ḃuiḋeaċas leis na filíḃ seo do ṫug cead go fonnṁar dom a nduanta do ċur fé ċló anso .i. Osborn ó hAiṁirgin, Piaras Béaslaí, an t-Aṫair Pádraig de Brún, Taḋg ó Donnċaḋa, Liam S. Gógáin, agus Duḃglas de hIde ; agus le máṫair Ṗádraig ṁic Ṗiarais a ṫug an cead céadna dom i dtaoḃ dá dán le Pádraig. . . .

Táim fé ċomaoin leis ag Doṁnall ó Corcora, ag Taḋg ó Donnċaḋa, agus ag Colm ó Murċaḋa a léiġ an láiṁ-scríbinn agus a ṫug coṁairle dom. . . .

# CLÁR.

24. Éamon an Ċnuic.
25. Seán ó Duibir.
26. Donnċaḋ Bán.
27. Cill Cais.
28. An Spailpín Fánaċ.
29. Do Ṡéamus mac Gearailt.
30. Rafteri.
31. An Déirc.
32. Bean na dTrí mBó.
33. Caoi Oisín i nDiaiḋ na Féinne.
34. Caoi ṁic Liag i nDiaiḋ Briain.
35. Deirín Dé.
36. Na Coisiṫe.
37. Tiġ Molaga.
38. Marbna Oilifeir Grás.
39. Caoin tu féin.
40. Fada liom do ṫeaċt.
41. Paidir.
42. Aiṫriġe.
43. Slán Déirdre le hAlbain.
44. Slán le Máiġ.
45. Mo Ḃeannaċt leat, a Sgríbinn.

## MISE ÉIRE.

Níl sa dán so aċ oċt línte aċ tá sgéal na hÉireann ó ṫosaċ ann: a hársuíoċt, a glóire, a náire, a h-uaigneas. Ḃí Éire go h-uaigneaċ tréigṫe nuair a sgríoḃaḋ é timċeall 1915.

Pádraig mac Piarais do ḋein (1879-1916).

Meadair:
— é — (trí siollaí).
— — — — — — é —. (oċt siollaí).

Mise Éire:
Sine mé ioná an Ċailleaċ Béarra.

Mór mo ġlóir':
Mé do rug Cú Ċulainn cróḋa.

Mór mo náir':
Mo ċlann féin do ḋíol a máṫair.

Mise Éire:
Uaigniġe mé ioná an Ċailleaċ Béarra.

## TRÍ TRÉITHE NA FÉINNE.

Sé Cúchulainn glóire na nGaedheal gan amhras ach bhí réim ghlórmhar eile ann an fhaid do mhair Fionn mac Cumhail agus an Fhiann. Duine acu-san a b'eadh Caoilte mac Rónáin file agus sgéalaighe. San amhrán so, mínigheann sé dhúinn cad ba bhun agus bárr dá nglóire sean. Pádraig naomhtha a chuireann an cheist air, mar do réir an tseanchais, do mhair Caoilte go dtí linn an naoimh díreach mar do mhair Oisín. Uasal an míniú a thugann sé ar a dtréithe.

Osborn ó hAimhirgin do dhein.

Meadair an amhráin air :
x — x — á — é.
á — é — í — .

Ceist ag Pádraig, grádh na nGaedheal,
Lá ar laoch an liath-fhuilt,
Caoilte mac Rónáin na sgéal,
Tráth i nÉirinn iath-ghlais.

" Innis dúinn, a sgéalaighe bhinn,
Créad thug daoibh-se an tighearnas ?
Nó créad do choinnibh sibh gan mheath,
An oiread mhair na Fianna ? "

" Trí tréithe do dhaingnigh sinn "
D'fhreagair Caoilte ciallmhar,
" Glaine ár gcroidhe 'gus neart ár ngéag,
Is beart do réir ár mbriathar."

# RÓISÍN DUḂ.

Róisín Duḃ—an t-aṁrán gráḋa (gráḋa d'Éirinn) is pairiúnta dá ḃfuil againn, an taon aṁrán is dóċa, a ḋeineann an gráḋ mór san do ráḋ go hiomlán agus do ṡásaṁ dúinn. Cé ḋéarfaiḋ an coṁaċt, an draoiḋeaċt, an fraoċ, an cráḋ atá ar lasaḋ san aṁrán : tá uaireannta agus meisgiġeann sé ar fad sinn. Curtar i leiṫ Aoḋa Ruaiḋ uí Ḋoṁnaill é, agus níorḃ aon iongna é dá sgéiṫeaḋ aṁrán ċoṁ pairiúnta leis óna ċroiḋe-sean aċ an leagan atá anois againn air, níl sé ċoṁ haosta le na linn-sin. . . .

Tá an Gaeḋeal ar tí éiriġṫe amaċ arís. Tá na bráiṫre ag teaċt ṫar sáile, tá congnaṁ ón Róiṁ is ón Spáinn ar muir. Anois an tam ag Róisín Duḃ ċun a misniġ do ṁúscailt agus í féin do ṫaḃairt suas dá leannán atá ullaṁ ar an éaċt is deacra do ḋéanaṁ le gráḋ di. Éist leis an nglaoiḋ pairiúnta a ḃriseann uaiḋ as méid a ġráḋa : Ṁairḃ tú mé, a ḃríḋeaċ, is náriḃ fearrde duit ; agus arís as méid a ċráḋa. Ná feall orm is me i ngean ort, a Róisín Duḃ. Leis sin sgéiṫeann an ċainnt go léir-idir gráḋ agus cráḋ, óna ċroiḋe 'na cairiḃ ráis focal. . . .

Tá an ṗáis ag gluaiseaċt mar síḋ-ġaoiṫe agus ag scuabaḋ mar tonn mara tríd an amrán iongantaċ so.

Ní fios cé ḋein.

Meadair an amráin air :

— ó — — — ó — — í — i
— — á — — — á — — — í — i

A Róisín, ná bíoḋ brón ort fé'r éiriġ ḋuit :
Tá na bráiṫre 'teaċt tar sáile 's iad ag triall ar muir,
Tiocfaiḋ do ṗárdún ón bPápa is ón Róiṁ anoir,
'S ní spárálfar fíon Spáinneaċ ar mo Róisín Duḃ.

Is fada an réim do léig me léi ó inné 'dtí indiu,
Trearna sléiḃte go ndeaċas léi, fé ṡeolta ar muir;
An Éirne is ċaiṫ me 'léim í, cé mór an sruṫ,
'S bí ceol téad ar gaċ taoḃ díom is mo Róisín Duḃ.

Ṁairḃ tu mé, a ḃrídeaċ, is nárḃ ḟearrde ḋuit,
Is go ḃfuil m'anam istiġ i ngean ort 's ní inné ná indiu;
D'ḟág tu lag anḃfann mé i ngné is i gcruṫ—
Ná feall orm is mé i ngean ort, a Róisín Duḃ,

Ṡiuḃalfainn féin an drúċt leat is fásaiġ ġuirt,
Mar súil go ḃfaġainn rún uait nó páirt dem ṫoil.
A ċraoiḃín ċuṁra, ġeallais doṁsa go raiḃ gráḋ agat dom
—'S gurab í fíor-scoṫ na Muṁan í, mo Róisín Duḃ.

Beiḋ an Éirne 'na tuiltiḃ tréana is réabfar cnuic,
Beiḋ an fairrge 'na tonntaiḃ dearga is doirtfear fuil,
Beiḋ gaċ gleann sléiḃe ar fud Éireann is móinte ar criṫ,
Lá éigin sul a néagfaiḋ mo Róisín Duḃ.

## DRUIMḞIONN DONN DÍLIS.

Éire tréigṫe deoraċ atá i gceirt san aṁrán so. Is dubaċ an sgéal atá aici. Do ċaill sí a réim agus a glóire: níl flaṫa 'na coiṁdeaċt, níl saoiṫe ná slóġ. Do ṡeas sí an fód aċ do briseaḋ uirṫi. Tá sí anois na haonar, amuiċ sa ḃfásaċ agus í ag sileaḋ na ndeor. Na buaċaillí a ġráḋuiġ í agus a ḟuiliġ an anró ar a son, táid scaipiṫe agus tá a naiṁde go gustalaċ teann. Aċ dá ċruaiḋe é a cás, níl sí le fáġáil gan dóċas ar fad. Tá buaċaill eile ullaṁ airís ċun an ḟóid do ṡeasaṁ le gráḋ di agus dá cúig páirceannaiḃ áilne.

Ní fios cé dein.

Meadair an aṁráin air:

— X — — í — — í — — ó
— X — — í — — í — — ó

aċ níl sé go ró-ċruinn.

"A Ḋruimḟionn Donn Dílis, a ḟíoda na mbó,
Cá ngabann tu san oiḋċe, cá mbíonn tu sa ló?"
"Ó! bím-se ar na coilltiḃ is mo ḃuaċaill am ċóir,
Agus d'ḟág sé siúd mise ag sileaḋ na ndeor.

"Níl fearann, níl tiġeas agam, níl fíonta ná ceol,
Níl flaṫa am ċoiṁdeaċt, níl saoiṫe ná slóġ;
Aċ ag síor-ól an uisge go minic sa ló,
Agus beaṫ-uisge is fíonta ag mo naiṁde ar bórd."

"Dá bfaiġinn-se cead aiġnis nó radarc ar an gcoróinn,
Sasanaiġ do leiḋbfinn mar do leiḋbfinn seana-ḃróġ,
Tré ċnocaiḃ, tré ailltiḃ, tré ġleanntaiḃ duḃa ceoiġ,
Agus siúd mar ḃréagfainn mo Ḋruimḟionn Donn óg."

## LÁ 'LE PÁDRAIG.

Furmhór na nduan a thráchtann ar Éirinn, táid dubhach dólásach, nó fíochmhar bagartach nó paisiúnta suaithte. Ní hiongna san nuair smaoin-tear ar stair na tíre. Ach an dóchas aibidh láidir atá ann na laetheanta so, cuireann sé dath eile ar ghrádh na bhfilí d'Éirinn agus tá a rian ar an bhfilíocht. Sin é an ní is mó atá le feiscint san amhrán sár-cheolmhar so. Tá an nóta nua so go tréan ann. Féach an cursíos atá ar an "Seana-Bhean Bhocht" anso:

Ná habradh éinne—is baoth a mheas—
Gur seana-bhean tréith gan réim gan rath
An Ríogain uaibhreach bhríoghmhar bhuacach
Aoibhinn uasal áluinn.

Teachtaireacht i gcóir lá 'le Pádraig, 1913, don Ghaedheal thar lear atá san amhrán so. Gan amhras is teachtaireacht aoibhinn áthais é.

Osborn ó hAimhirgin do dhein.
Meadair an amhráin air:

— a — — é — é — i
— a — — é — é — i
— a — — í — a — — í
— a — — í — á —.

A Chlanna na nGaedheal 's a ghaolta ár gcuirp
  Tá scaipithe i gcéin ó Éire anois,
Seo beannacht ár gcroidhe thar fairrge dhíbh,
  Is teachtaireacht aoibhinn áthais.

Canaimís dréacht le chéile indiu :
Tá atharrach saoghail a' téacht 'na rith,
  Thug óg is sean gan cheo gan mheath
    Le dóchas aibidh láidir.

Ná habradh éinne—is baoth a mheas—
Gur seana-bhean tréith gan réim gan rath
  An Ríogain uaibhreach bhríoghmhar bhuacach
    Aoibhinn uasal áluinn.

Níor chaith sí a ré, 's ní baoghal gur thuit :
Tá beatha 'na géaga is fraoch 'na fuil.
  Tá brígh 'gus fuinneamh 'na croidhe 'sna cuislinn,
    Is chífar ise i náirde.

An fhaid a bheidh tréad ar féar annso,
An fhaid a bheidh gaoth a' séideadh ar chnoc,
  Craobh ar chrann is éisg i n-abhainn,
    Ní thréigfidh a clann an Mháthair.

An fhaid a bheidh éan san aer amuigh,
Is taithneamh na gréine ar Shléibhtibh Mis,
  Seasfaidh a bonn ar a talamh go teann
    Is ní leagfar a ceann le náire.

## AN SCOLÁIRE.

Dán seaḋ é seo a ċuireann i gcéill dúinn an meas a ḃí ar an léiġeann uair i nÉirinn. Aoiḃinn beaṫa an scoláire i gcoṁnuiḋe agus gan aċ an litríoċt nó an ḟeallsaṁnaċt ag déanaṁ buarṫa dó. Aċ ba seaċt n-aoiḃne ná san beaṫa an scoláire i sean-Ḟódla. Ní ċuireaḋ rí ná flaiṫ isteaċ air, ḃíoḋ sé saor ó ċáin is ó ċíos, níor ġáḋ fear d'á aire de ló ná d'oiḋċe, níor ċéird dó moċóiriġe ná aoḋaireaċt ná curadóireaċt. B'é toraḋ a ṡaoṫair-sean an leaḃar iol-daiṫṫe agus b'é ba ċrann dá ṡeirsiġ "lán a ġlaice de ṗeannaiḃ."

Ní hiongna mar sin an file ġá ráḋ
  Is follas ḋíḃ, a ḋaoine,
  Gur dó is aoiḃne i nÉirinn.

Ní fios cé dein.

Meadair an dáin air:
  Aé fresliġe aċ gan é ḃeiṫ cruinn.

Aoiḃinn beaṫa an scoláire
Ḃíos ag déanaṁ léiġinn;
Is follas diḃ, a ḋaoine,
Gur dó is aoiḃne i nÉirinn.

Gan smaċt rí air ná ró-ḟlaṫa
Ag tiġearna dá ṫreise,
Gan cuid cíosa ag caibidil,
Gan moċóiriġe, ná méirse.

Moċóiriġe ná aoḋaireaċt
Ní ṫaḃair uaid coiḋċe;
'S ní mó do beir d'á aire
Féar ná faire san oiḋċe.

Do b'ait leis greas ar táiplis
Nó ar ċláirsiġ go mbinne,
Nó fós greas eile ar aiteall
'S a ċumann carad uime.

Maiṫ bireaċ a ṡeisriġe
Ag teaċt i dtúis an earraiġ;
Is é is crann dá ṡeisriġ
Lán a ġlaice de ṗeannaiḃ.

# COṀAIRLE DON DUINE ÓG.

Sompla de ṡaġas filíoċta fé leiṫ is eaḋ an dán so .i. filíoċt an teagaisc. Sé buaḋ an tsaġais sin ná an ċlisteaċt le na sníoṁtar teagasc éigin nó seana-ráḋ isteaċ sa ḃfilíoċt :

> an tslat nuair a ċruaḋann le haois,
> is deacair a sníoṁ 'na gaḋ.

Bíonn an ċainnt go cruinn gonta taitneaṁaċ i gcoṁnuiḋe agus an ċiall agus an ḟírinne ann leis. Is minic a ḃíonn crot an epigram ar an leaṫ-rann :

> an glór ná tuigeann an ceann,
> is cuma é ann nó as.

Tá sé de ḋraoiḋeaċt ag á leiṫéid go gclaoiḋid go dlúṫ den ċuiṁne ó ṫosaċ, agus go deiṁin is ċuige sin aṁáin a ceaptar iad. Tá muintir na Gaeḋaltaċta ana-ṫugṫa do rannaiḃ mar iad so agus tá a gcainnt lán díoḃ.

Coṁairle don ṁac léiġinn atá sa dán so agus níl aṁras ná gur coṁairle ciallṁar í.

Ní fios cé dein.

Meadair an dáin air :

Rannuíoċt Ṁór aċ gan í ḃeiṫ go cruinn

A ḋuine atá i dtúis do ṡaoġail,
Mo ṫeagasc go cruinn beir leat—
An té dá dtáinig ciall le haois
Cuir-se gaċ ní 'na ċead.

Ná santuiġ ráiḋte baois'
Ná an dream go mbíḋ acu ;
Sara dtiocfaiḋ iomad ded' aois,
Bíoḋ aiṫne ar Ċríost agat.

Ná caiṫ do ṡaoġal díoṁaoin,
Is ná leig an tsliġe tar ceal ;
Óir an tslat nuair a ċruaḋann le haois,
Is deacair a sníoṁ 'na gad.

Id óige oscail do ṁeaḃair
Is bailiġ an ḟoġluim leat ;
Óir an glór ná tuigeann an ceann,
Is cuma é ann nó as.

An glór ná suintear le gaois
'S naċ goire don ċroiḋe ná don ċab,
Níl san aċ ag imṫeaċt le gaoiṫ,
Mar imṫiġeann ón ngaḃar beag sceaṁ

Bailiġ glan-eolas go cruinn
Is coinniḃ gaċ ní 'na ċeart—
An glór a ḃogann an croiḋe.
Sé taiṫneann le Rí na bḟeart

## WANDERLUST.

Dá mhéid grádh a bhíonn ag an mac-léighinn dá chuid leabhar, bíonn uaireanta 'na néirigheann sé bréan díobh. Sa chás san dó, ní bhíonn ionta dar leis ach " na leabhair throma ghránna nach fearrde an té scrúd iad." Éirigheann a chroidhe ámh nuair a smaoineann sé ar an dtuaith agus ar an muir—na bóithre fada bána 's iad ghá shámh-tharraing chútha nó bád seasgair siubhlach 's í a' léimrigh le fánaidh is lán srotha fúithe. Caitheann sé uaidh mar leabhair iad agus buaileann sé amach fén spéir. Is beag a bheann ar Ghofraidh fionn nó ar Pokárny go fóill. Tá sé na thráill ag an Wanderlust.

Osborn ó hAimhirgin do dhein.

Meadair an amhráin air :

— — x — — — á — — á — — ú —
— x — — — á — — á — — ú —

Ní hé Nennius is cás liom, dá ársaidhe a chlú-san,
Ná Gofraidh Fionn Ó Dálaigh, dhin bárda do mhúineadh,
Ná leathan-hallaí lána, cé breághtha iad ná Lúna,
Ach na bóithre fada bána 's iad am shámh-tharraing chútha.

A malairt sin níor bh'fearr liom ach bád seasgair siubhlach,
'S í a léimrigh le fánaidh is lán srotha fúithe ;
Eamonn geal bheith láimh linn 's do lámh-sa dár stiúradh,
'S a chara dhil na n-árann, nár bh'áluinn an triúr sinn !

Muise caithimís i dtráth uainn Pokárny 'gus Brugmann
'S a leabhair throma ghránna nach fearrde an té scrúd iad.
Cad é an mhaith a bhfuil i gClár Luirc de dhán-taibh is d'ughdair,
Seochas bóithre fada bána nó bád seasgair siubhlach ?

## CONNDAE ṀUIĠ EO.

Is geal leis an ḃfile na bóiṫre fada bána gan aṁras aċ má' siad bóiṫre a ḃaile ḃig féin iad, cad é mar áṫas a ċuireann siad air. San aṁrán so molann an file áilneaċt a ḋúiṫċe féin agus é i gcéin uaiṫi i gconndae eile. . . .

Tá an t-earraċ ann. Gealann an aimsir, bíonn 'an lá ag dul 'un síneaḋ.' Tagann buige san aer agus cuṁraċt sa talaṁ agus moṫuiġeann an file aṫarraċ ann féin leis. Éiriġeann a ċroiḋe "mar éireoċaḋ an ġaoṫ nó mar scaipeas an ceo." Cuiṁniġeann sé ar a ḃaile féin agus ar a áilneaċt a ḃíonn sé agus an t-earraċ i réim. Cad ċuige ná raġaḋ sé ar cuairt ann? Seaḋ! árdóċaiḋ sé a ṡeol gan ṁoill agus taḃairfiḋ sé aġaiḋ air. Ṫar Clár Ċloinne Muiris leis, ṫar Ḃalla, ṫar Coillte Maċ, agus stad ní ḋéanfaiḋ sé go mbainfiḋ sé amaċ Cill Aodain, a ḃaile beag féin. Stadfaiḋ sé ansan agus cuirfiḋ sé fé ann, mar

> Dá mbeinn-se am ṡeasaṁ i gceart-lár mo ḋaoine,
> D'imṫeoċaḋ an aois ḋíom 'gus ḃeinn arís óg.

Is móide ár gcion is ár dtuisgint ar an aṁrán, fios ḃeiṫ againn gur duine dall a ċum é.

Antoine ó Reaċtúire (nú Raftery) do ḋein (1784-1835).

Meadair an aṁráin air:

— x — —   x — — — x — — í —
— — x — — — í — —   x —   ó

Anois 'teaċt an earraiġ, beiḋ an lá 'dul ċun síneaḋ
Is tar éis na Féile Bríġde, árdóċaiḋ me mo ṡeol;
Ó ċuir mé in mo ċeann é, ní stopfaiḋ mé coiḋċe
Go seasfaiḋ mé síos i lár Conndae Ṁuiġ Eo.
I gClár Ċloinne Muiris béas me an ċéad oiḋċe,
'S i mBalla taoḃ ṫíos de, tosóċas me ag ól,
Go Coillte Maċ raġaiḋ me go ndéanfad cuaird míosa ann
I bfogas dá ṁíle do Ḃaile-an-Tiġe Ṁóir.

Ó fágaim le huḋaċt é go néiriġeann mo ċroiḋe-se
Mar éireoċaḋ an ġaoṫ nó mar scaipeas an ceo,
Nuair smaoinim ar Ċearra, nó ar Ġailing tá ṫíos de,
Ar Sceaṫaċ-a'-ṁíle, nó ar plántaiḋ Ṁuiġ Eo.
Cill Aodain an baile a ḃfásann gaċ ní ann,
Tá sméara 's sub-ċraoḃ ann is meas ar gaċ sórd,
'S dá mbeinn-se am ṡeasaṁ i gceart-lár mo ḋaoine,
D'imṫeoċaḋ an aois díom 'gur ḃeinn airís óg.

# VALPARAISO.

Tagann an *wanderlust* ar gaċ éinne uair éigin dá ṡaoġal—go mór mór i nam an dóċais, tús an tsaoġail. Aċ ní hé gaċ éinne a ġéilleann dó. Má ġéilleann, múinfear ciall ceannaiġ dó ar ball agus beiḋ sé ag síor-smaoineaṁ ar a ḃaile ḋuṫċais—do ṫug san a lán filíoċta dúinn. Muna ngéilleann áṁ, fanfaiḋ an ṁian ann i gcoṁnuiḋe, ġá ċráḋ. . . .

Ṫáinig long ó Ḃalparéisó. Ṁúscail a hainm is a raḋarc mian na fánuíoċta sa ḃfile. Aċ ċeap sé go raiḃ iongantaisí na ndán is na sgéal le faġáil cois baile aige. Ġluais an long ṫar linntiḃ mara gan é. Anois tá sé cois tráġa ag caoi. Níl sé gan dóċas ar fad, áṁṫaċ, ná go ḃfillfiḋ an long arís agus go mbéarfaiḋ sí léi é cois mara na Síoṫċána. Taḃair fé ndeara áṁ go ḃfuil an "beagnaċ" suaraċ úd sa ċreideaṁ aige.

Tá árd-ṡáṁluíoċt sa duan so. Féaċ na pictiúirí gleoite a ṫagann ós cóir na haigne tríd sios .i. an ċaṫair scáṫṁar fé ṡleasaiḃ gorm-Ándes nó imṫeaċt na luinge san oiḋċe—

Tá an ċainnt go léir ana-ġreanta, "glé mar seoḋ."

An tAṫair Pádraig de Brún do ḋein.

Meadair air:

— — — — — — é —' (oċt siollaí)
— — é — — — ua (seaċt siollaí)

Táinig long ó Ḃalparéiso,
  Scaoileaḋ téad a seol sa ċuan;
Ċuir a hainm dom i gcuiṁne
  Ríoġaċt na gréine, tír na mbuaḋ.

"Gluais" ar sí "ar turas fada
  Liom ó scamall is ó ċeo;
Tá fé ṡleasaiḃ gorm-Ánder
  Caṫair scáṫṁar, glé mar seoḋ."

Aċ bíos óg is ní imṫeoċainn-se,
  Am an dóċais, tús mo ṡaoġail,
Ċreideas fós go raiḃ i ndán dom
  Iongantaisí na ndán 's na scéal.

Ġluais an long tar linntiḃ mara
  Fad ó ṡoin is a crann mar ór;
Sgríoḃ a scéal ar ṗár na hoiḋċe
  Árd i rian na réiltean mór.

Fillfiḋ sí arís ċuġam, áṁtaċ.
  Ċífead caṫair bán fé'n sléiḃ
Le hais Mara na Síoṫċána;
  Creidim fós, beagnaċ, a Dé.

# BÁN-ĊNUIC ÉIREANN OIĠ.

Nuair do ṫáinig glaoḋaċ na fairrge ar Ḋonnċaḋ Ruaḋ, níor ḟéan sé é; agus pé uair eile ṫáinig, do ġéill sé riaṁ dó. Ar dtúis go dtí an Róiṁ leis, go dtí an Ḟrainnc, agus sa deire go dtí Talaṁ an Éisc. Aċ d'ḟill sé i gcoṁnuiḋe airís ar a ṫír ḋúṫċais féin. Ní deacair an ċúis do ṫuisgint, nuair a leiġmíd an sár-aṁrán so leis.

Aṁrán molta ar Éirinn seaḋ é agus is beag aṁrán atá againn is aoirde clú ná é, ná is fearr a ṫuilleann an ċlú san. Ċúm sé é agus é na mile mile i gcéin "tar linntiḃ mara." Do ċuiṁniġ sé ar ċaoin-ċnuic Éireann agus do líon a ċroiḋe le háṫas agus le roinnt éigin bróin leis. Tá san soiléir ón aṁrán féin—duan binn brónaċ gan aṁras é. Sa ṁaċtnaṁ san do, do ṫáinig sean-ċaoineaḋ "Uileaċán duḃ ó" ċun a ċuiṁne agus d'oir na focail go maiṫ dá ċás. Leis sin do ṫosnuiġ se ar a aṁrán féin, ag cur beannaċta a ċroiḋe abaile ċun a maireann de ṡíolraḋ Ír is Éiḃir ar ḃán-Ċnuic Éireann óiġ'. Aċ níor ḟéad sé an caoineaḋ do ḋearmad. Sé rud a ḋein sé ansan ná insint nua do ċur ar na trí ḃéarsaí agus iad do

ċeangail dá iarraċt féin. Níor miste ḃéarsa ḋíoḃ do ċur síos anso i gcomparáid leis an insint d'ḟág Donnċaḋ Ruaḋ orta

Is fairsing 'sis fáilteaċ an áit do ḃeiṫ i nÉirinn
Uileacán duḃ ó!
Mar a mbíonn toraḋ na sláinte i mbárr na déise ann
Uileaċán duḃ ó!
Bíonn an ṁil ar an gcrann ann i ngleanntaiḃ ceoiġ
'S na sruṫaiḃ sa tsaṁraḋ ann i gciuṁais gaċ róid
Bíonn uisce 'na ṡrúill ann is drúcṫ um nóin
Ar ḃan-ċnuic Éireann óiġ!

Nuair a cuirtear an ḃéarsa sin i gcomparáid le leagan Ḋonnċaḋa, ċífear gur ḋein sé an seod atá ann do ġlanaḋ is do ġearraḋ go dtí go raiḃ sé 'na ċriostal ceart. Aċ is leis féin ar fad na trí ḃéarsaí tosaiġ.

Tá ana-ḃinneas san aṁrán so: na gutanna binne atá fé'n mbéim fé ndear san:—" í " go bog binn, " é " go caoin caointeaċ. Féaċ leis áilneaċt na línte fé leiṫ, agus tuigfir ansan áilneaċt an aṁráin go léir:—

Mar ṡáṁ-ċruit caoin ag caoineaḋ Ġaeḋeal,
A mbláṫ mar aoil ar ṁaoilinn géag,

A gcuid meala 'gus uaċtair ag gluaiseaċt 'na slaodaiḃ,
 Na sruṫa sa tsaṁraḋ ag labairt ar nóin.

Ní raiḃ fili na hoċtṁaḋ aoise déag ċoṁ tugṫa do ċur síos ar áilneaċt an doṁain agus a ḃí na sean-ḟilí agus is mór an truaġ é. Dá ḃríġ sin, tá fáilte speisialta ag dul don iarraċt so atá ċoṁ huasal aoiḃinn le haon aṁrán ag molaḋ Éireann dár cumaḋ riaṁ.

Donnċaḋ Ruaḋ mac Conmara (1710-1815) do ḋein.

Meadair an aṁráin air:

— a — — í — í — é —
— — a — — í — í — é —
agus an cursá — á — é — ó.

Beir beannaċt ó'm ċroiḋe go tír na hÉireann
 Bán-ċnuic Éireann Óiġ'!
Ċun a maireann de ṡíolraḋ Ír is Éiḃir
 Ar ḃán-ċnuic Éireann Óiġ,!
An áit úd 'nar ḃ'aoiḃinn binn-ġuṫ éan—
Mar ṡáṁ-ċruit ċaoin ag caoineaḋ Ġaeḋeal—
'Sé mo ċás ḃeiṫ míle míle i gcéin
 Ó ḃán-ċnuic Éireann Óiġ'.

Bíonn barra bog slím ar ċaoin-ċnuic Éireann
  Bán-ċnuic Éireann Óiġ'
'S is fearr ná an tír seo, díṫ gaċ sléiḃe ann
  Bán-ċnuic Éireann Óiġ'
Is árd a coillte is is díreaċ réiḋ,
'S a mbláṫ mar aoil ar ṁaoilinn géag—
Tá gráḋ agam' ċroiḋe, am intinn féin
  Do ḃán-ċnuic Éireann Óiġ'.

Tá garra líonṁar i dtír na h Éireann
  Bán-ċnuic Éireann Óiġ'
Is fear-ċoin ġroiḋe ná claoiḋfaḋ céadta
  Ar ḃán-ċnuic Éireann Óiġ'.
M'fad-tuirse croiḋe is mo ċuiṁne sgéal
Iad ag Galla-ṗuic síos fé ġréim, mo léan!
'S a mbailte dá roinnt fé ċíos go daor
  Bán-ċnuic Éireann Óiġ'.

Is fairsing is is mór iad cruaċa na h Éireann
  Bán-ċnuic Éireann Óiġ'.
A gcuid meala 'gus uaċtair ag gluaiseaċt
    'na slaodaiḃ
  Ar ḃán-ċnuic Éireann Óiġ'
Raġaiḋ me ar ċuaird nó is luaṫ mo ṡaoġal
Do'n talaṁ beag suairc is dual do Ġaeḋil
'S go mb' fearra liom ná duais dá uaisleaċt é
  Ḃeiṫ ar ḃán-ċnuic Éireann Óiġ'.

Scaipeann an drúċt ar ġeaṁar is féar ann
 Bán-ċnuic Éireann Óiġ',
Is tagaid na h uḃla cuṁra ar ġéig ann
 Ar ḃán-ċnuic Éireann Óiġ'.
Biolar 'gus saṁa sna gleanntaiḃ ceo
'S na sruṫa sa tsaṁraḋ ag labairt ar nóir,
Uisge na Siúire ag brúċt 'na slóg
 Ar ḃán-ċnuic Éireann Óiġ'.

Is fosgailte fáilteaċ an áit sin Éire
 Bán-ċnuic Éireann Óiġ'
Agus toraḋ na sláinte i mbárr na déise
 Ar ḃán-ċnuic Éireann Óiġ'.
Ba ḃinne liom ná méara ar ṫéadaiḃ ceol
Seinm agus géimneaċ a laoġ 's a mbó—
Taitneaṁ na gréine orṫa, aosta is óg
 Ar ḃán-ċnuic Éireann Óiġ'.

# An Gleann 'nar Tógaḋ Me.

San aṁrán so airiġmíd an seanduine ag maċtnaṁ ar a ṡaoġal agus ag toṁas is ag meaḋċaint toraḋ na mbliaḋain. Tuigeann sé gur éiriġ go geal leis: rinne sé mórán agus fuair sé fios ar mórán; tá sé go gustalaċ neaṁ-spleaḋaċ anois. Ní gearánta dó. Aċ nuair a smaoineann sé ar an ngleann nar tógaḋ é, an áit aoiḃinn úd i gcuasaiḃ an tsléiḃe agus an aḃa ag riṫ tríd, níl sé sásta a ṫuille. Tagann taiḋḃreaṁ agus dóċas láidir a óige i gcuiṁne dó. Is léir dó nár éiriġ leis é sin do ċur i ngníoṁ tar éis an tsaoġail. Fad ó, ḃí neart ann agus lúṫ dá réir, ḃí siuḃal aige agus léimt, ḃí gaċ alt is féiṫ mar iarann. Ba ċuma leis fear ar biṫ, ba ċuma leis an doṁan iomlán; ċeapaḋ sé ná beaḋ uaiḋ aċ an rud do ṁianú agus go mb' iúd 'na ġníoṁ é Ḃí breall air. Do ḃuaiḋ an doṁan air. Tá sé anois agus sean-neart an ċroiḋe briste agus lúṫ na mball i nearnaṁ. Is lag é a ċás.

Mar sin ag cur dó soċair agus doċair a ṡaoġail le ċéile, sé a ḃreiṫ air ná

Mo léan, mo léan, gan me arís
Óg san ngleann nar tógaḋ me—

mar do ḃeaḋ Rafteri a ċeap dá mbeaḋ sé na ṡeasaṁ i gceart-lár a ḋaoine, go n-imṫeoċaḋ an aois de agus go mbeaḋ sé arís óg.

An Craoiḃín Aoiḃinn (Duḃġlas de hÍde) do ḋein.

Meadair an aṁráin air:

— x — x — x — ú.
— — x — x — x — é.

Ó áit go háit ba ḃreaġ mo ṡiuḃal
Is do b'árd mo léim ar ḃárr an tsléiḃ';
I luing 's i mbád ba ṁór mo ḋúil
'S ba ḃeo mo ċroiḋe i lár mo ċléiḃ.
Mar ċois an ġirrḟiaḋ, do ḃí mo ċos,
Mar iarann gaċ alt is féiṫ,
Ḃí an sonas roṁam tall 's i ḃfus
Insan ngleann 'nar tógaḋ mé.

Ba ċuma liomsa fear ar biṫ,
Ba ċuma liom an doṁan iomlán;
Mar riṫ an ḟiaḋ do ḃí mo riṫ,
Mar sruṫ an tsléiḃe ag dul le fán.
Is ní raiḃ rud ar biṫ sa doṁan
Naċ ndéanfainn, dá mba ṁaiṫ liom é;
Do léim an bád ar ḃárr na h-abann
Insan ngleann 'nar tógaḋ mé.

Ní haṁlaiḋ tá sé liom anois,
Do ḃí me luaṫ is tá me mall,
Níl fios agam cad é do ḃris
Sean-neart an ċroiḋe is lúṫ na mball:
Do rinne mé mórán 's fuair mé fios
Ar ṁórán—oċ! níor sásaḋ mé,—
Mo léan, mo léan, gan mé airís
Óg san ngleann 'nar tógaḋ mé!

# Beann Boilbin.

Mura ḃfuil puinn cursíos ag filiḃ ré Ḋonnċaḋ Ruaiḋ ar an 'Nádúir' (má tá orainn an focal san d'úsáid) ní mar sin don tsean-ḟilíocht ná don ḟilíocht is deiḋeanaiġe.

Sa tsean-ḟilíocht, tá an cursíos ar ḟeaḃas ar fad. Ní féidir a lán di do ṫaḃairt anso mar tá an ċainnt ró-ársa, ró-ḋeacair. Aċ ċífear ón gcuid don dá ḋán a leanann anso agus ó "Slán Ḋéirdre le hAlbain" na tréiṫe a ḃaineann léi. Áilneaċt na gcoill, fiaḋantas na gcnoc, torann na n-aḃann, cantan na néan, ceol na seilge—tá san tríd is tríd inti. Aoiḃinn ars' an file,

Ḃeiṫ ag féaċaint is ag éisteaċt
Le gáir uaigneaċ an ḟiolair,
Le canrán na ndoḃrán,
'S le coṁráḋ na sionnaċ!

Cá hiongna san agus an doṁan beiṫ óg an uair sin agus na daoine 'na ḃfiagaiḋṫe!

Tá an nóta san go hana-ṫréan sa dán so "Laoi Ḃeinn Ḃoilbin," 'na gcuireann Oisín síos ar a áilneaċt a ḃí an ḃeann le linn Ḟinn. Sa rann deireannaċ tá sár-pictiúr le fáġail:

An lonḋuḃ ar inḃear sceiċe
'Sé ag seinnim go fíor-ḃinn—

Ṗictiúr a ḋein ḋán sár-áluinn ar faḋ do taḃairt ḋúinn sa ċéaḋ ċeann eile.

Ní fios cé ḋein.

Meaḋair an ḋáin air:
Rannuíoċt ḃeag aċ gan é ḃeiṫ cruinn.

A ḃeinn boilbin is ḋuḃaċ inḋiu,
A ḃeinn ba ċaoin 's do b'ḟearr cruṫ—
An tan sin, a ṁic Calṗruinn,
Ba háluinn ḃeiṫ ar a mullaċ!

Ba ṁiomḋa cú agus giolla,
Gáir ḃúgail agus gaḃair
Ḃí ar do lios is laoċ láidir,
A ḃeinn árd na gcoṁlann!

Ḃíoḋ lán de ċorraiḃ san oiḋċe,
Is cearca fraoiċ ar a sléiḃtiḃ
Le céile agus ceol éan mbeag—
Ba haoiḃinn ḃeiṫ gá néisteaċt!

Gáir na ngaḃar 'na gleanntaiḃ,
An mac alla do b' iongantaċ,
'S gaċ aon don ḃḟéinn i láṫair,
A gcona áilne ar a n-iallaiḃ.

Ḃeiṫ ag féaċaint is ag éisteaċt
Le gáir uaigneaċ an fiolair,
Le canrán na ndoḃrán,
'S le comṁráḋ na sionnac!

An londuḃ ar inḃear sceiċe
'S é ag seinnim go fíor-ḃinn—
Dearḃaim duit, a Ṗádraig,
Go mb'í sin an áit aoiḃinn.

# Lon Doire an Ċairn.

Lá dá raiḃ Pádraig naoṁṫa agus Oisín ag siuḃal fén gcoill agus Pádraig ag léiġeaḋ a portúis, do laḃair londuḃ go hoḃann as tiuġ na coille. Do stad Oisín as méid a áṫais. Do lean an naoṁ den léiġeaḋ gan aon tsuim do ċur san éan. Ansan duḃairt Oisín an dán so.

Cáineann sé an naoṁ ná héisteann le guṫ an éin "agus é fé ḃun a nid." Is féidir le duine leaḃar do léiġeaḋ pé uair is toil leis aċ mairg don té ná héisteann le ceol mar an ceol so. Dá dtuigeaḋ aonne sgéal an éin, do ġoilfeaḋ sé na deora go dian.

Tá aigne an Ṗágánaiġ le feicsint sa líne deireannaċ agus níl sé fíor. Dá dtuigtí sgéal an éin, do b'ḟearrde é an aire a taḃairfí ar Ḋia.

Ní fios cé ḋein.

Meadair an dáin air:
Rannuíoċt ṁór.

Ḃinn sin, a loin Doire an Ċairn !
  Ní ċualas i náird san mbiṫ,
  Ceol ba ḃinne ná do ġuṫ
  Agus tu fé ḃun do nid.

An ceol is binne fé'n mbiṫ,
  Mairg ná héisteann leis go fóill,
  A ṁic Calṗruinn na gclog mbinn,
  'S go mbéarfá airís ar do nóin.

Agat mar atá agam féin
  Dá mbeaḋ deiṁin sgéil an eoin,
  Do ḋéanfá déara go dian
  'S ní ḃeaḋ t'aire ar do Ḋia go fóill.

# LÁ MÁRTA.

Ḃí an Márta ann. Tárla don ḟile ḃeiṫ ag gaḃáil tar sceiċ luim a ḃí dá suataḋ ag an ngaoiṫ. D'airiġ sé go hobann port caol gearr ar tuiġ an tuir; ní raiḃ sa puirtín sin aċ trí nótaí. D'ḟéaċ sé i dtreo an tuir agus ċonnaic sé an t-éinín ar luascaḋ ar ċraoiḃín istiġ. Leis sin do ḋein sé an duan beag so ag cur fáilte roim an éan. B'é céad ċoṁarṫa teaċt an Earraiġ é agus má ba ṡuaraċ mar port é, ḃí diċeall an éin go léir ann. Agus rud eile, níor ḃronn Dia air aċ é sin.

B'ḟéidir go ḃfuil leaṫ-sgéal an ḟile féin aige sa duan so leis. Mura ḃfuil aige 'na ḟilíoċt aċ trí nótaí, ná tógtar air é. Níor ḃronn Dia air aċ é sin.

Meadair :

— — — (trí siollaí).
— — — — — é — (seaċt siollaí.)

A éinín boiċt
Ar tiuġ an tuir a ġlaoḋann;
Do ḋán cé beag, ní suaraċ,
Níor ḃronn Dia ort aċ é sin.

Píob ar crit
'S an craoiḃín fút ar luascaḋ;
Fearr liom anoċt ná an ceol-siḋe
Do trí nótaí lem' ċluasaiḃ.

## AN ĊUAĊ.

Ḃíoḋ cluas le héisteaċt ag na filiḃ Ġaeḋealaċa i gcóṁnuiḋe le gáir na cuaiċe. Mar adeir file acu: is binn guṫ cuaiċe ar ċraoiḃ ċruim ar an mbeinn ós Gleann dá ruaḋ! agus molann file eile

An cuaiċín i mbarra an iuḃair ġlais!
Ó 'sí ċuirfeaḋ an saoġal ċun suain.

Gan amras, baineann diaṁaireaċt éigin leis an nglaoiḋ naċ coitċeann, a ṫagann go hobann ar lár na coille i ndeire an Earraiġ. Tá file Sasanaċ adeir gur minic a ċuarduiġ sé na coillte ar ṫóir an ġoṫa diaṁair sin aċ nár ṫáiniġ sé riaṁ suas leis.

Ní mar sin don ḟile anso. Nuair d'airiġ sé an t-aon-tiúin ceoil atá ag an gcuaiċ, d'iompuiġ sé tar nais agus taréis cuardaiġ dó, ċonnaic sé an téinín os a ċionn ar ġéigín den ċrann beiṫe. Do stad sé fén mbeiṫ le haoiḃneas croiḋe aċ mo nuar! do ġlac sceon an t-éinín cuṫail agus do ġluais ċun siuḃail. Naċ truaġ ná haiṫniġeann na héin na filí tar gaċ dream daonna eile!

Tórna (Taḋg Ó Donnċaḋa) d'aistriġ ón mBreatnais.

Meadair an aṁráin air :

x — x — a —.
— x — a — ua.

Lá is mé ag filleaḋ abaile
Do ċuala ag cantain, cuaċ
A ḃí d'éis teaċt tar sáile
Go dtí an t-oileán so ar cuaird.

B'í céad-ċuaiċín an tsaésúir
Ḃí ag gabáil a haon-tiúin ceoil,
Díreaċ mar do ċéad-ġaiḃ
An ċuaċ a céad-ṗort beoil.

Do ġabas tar n-ais ċun cuardaiġ
Na gcrann magcuaird sa ċoill,
Go ḃfeicinn cad é an géigín
Ar a raiḃ an t-éinín binn.

Sa ċúrsa dom do ṫárla
Féin mbeiṫ is áilne liom ;
Ansúd do ḃí go beo-ġuiḃ
Mo ċuaiċín ós mo ċionn !

A ċuaċ, mo ḃuiḋe-se leat-sa
Ansúd gur ṫeangṁais liom ;
Dem' ḋearc do ḃaineas deóra ;
'S an ċuaċ, do ġlóir ċun siuḃail.

## AN FHUISEOG.

Deirtear linn gur dhein an file an dán caoin caointeach so agus é ag obair i ngort i bpríosún Lewis i Sasana, Bealtaine, 1917. . . .

Tá an Bealtaine ann. Tá an ghrian go lonnrach i nárd na spéire, tá an fhuiseog ag éirighe san aer ghlan ón úir ach tá an file féin i ngéibheann. Ní deachair a thuigsint mar sin an t suim a chuireann sé i sír-eitilt an éin

suas on úir
le barr dúil sa lonnra i gcian.

Tá an formad ann leis. Mar is é an smaoineamh atá 'na aigne ná go bhfuil daoine ann chó mhór dúil sa ghréin leis an éan ach táid ceangailte don úir. Sin é a thugann buadh fé leith don dán so lasmuich den deise atá ann féin.

Piaras Béaslaí do dhein.

Meadair an Dáin air:
Rannuíocht ghairid.

Binn do ghlór ón binn do ghlór
A dhraoi bhig is deise ceol
Thuas san aer ag spreagadh puirt
Le racht suilt, le mire mór.

Ard do mhian ón árd do mhian
A ghruagaigh lér gean an ghrian
Ag sír-eitilt suas ón úir
Le bárr dúil san lonnra i gcian.

Mór do ghreann ón mór do ghreann,
Ar an mbás is beag do bheann ;
Beag do spéis i gcúrsaíbh fear—
Ní cás leat me tréith i gceall.

Och mo léir ! ón och mo léir !
Gan mise thuas taobh leat a éin,
I bhfad ó ghéibhinn na nglas
Saor gan cheas go hárd san spéir.

## An Bunán Buiḋe.

Geiṁreaḋ 'na raiḃ sioc ana-ṫrom ann agus gur clúduiġeaḋ na locáin go léir le leac oiḋre do fuair Caṫal Buiḋe an bunán buiḋe so sínte marḃ ar na leacaiḃ lom'. Is minic a ċloiseaḋ sé a ġrág i riṫ an ġeiṁriḋ amuiċ ar an láib ag ól na diġe. Aċ siúd anois é sínte marḃ den tart.

'S na luċaiġ móra ag triall ċun a ċórraiṁ
le déanaṁ spóirt is pléisiúr ann.

Agus cad é an díoġḃáil dó aċ dá mbeaḋ fios fáṫa an sgéil aige,

Do ḃrisfinn béim duit ar an loċ sin Ḃéasaiġ
A ḋ'ḟliuċfaḋ do ḃéal is do ċorp istiġ.

Leis sin casann an file air féin mar níl an sgéal gan múineaḋ dó, cé gurab é an múineaḋ ar ṁaiṫe leis féin é. Tá sé buiḋe, bíonn dúil ró-ṁór san ól aige—(bíoḋ naċ uisge puill a ḃíonn uaiḋ)—agus bíonn sé amuiċ do ġnáṫ san oiḋċe. Mar sin tá cosaṁlaċt i nós is i ndaṫ idir é féin agus an téan. Is minic leis adeir a ḃean go ḃfuiġfear marḃ é taréis a ġrinn.

"Aċ duḃairt me léi go dtug sí an ḃréag, gurḃ ḟaide mo ṡaoġal-sa an deoċ úd d'ḟáġail." Agus

nárḃ ḟíor ḋó? Féaċ an téan so; ḋá ṁéid í a ḋúil san ól, "do ċuaiḋ sí i néag don tart ar ball." Mar sin isé múineaḋ ceart an sgéil dar leis ná:

A ċoṁursain ċléiḃ, ó fliuċaiġiḋ ḃúr mbéal
Óir ní ḃfuiġiḋ siḃ braon i nḋiaiḋ ḃúr mbáis.

Is deacair gan cuiṁneaṁ ar *Robert Burns* taréis an aṁráin seo do léiġeaḋ. Tá an spéis céadna acu beirt i "mion-daoine an doṁain," tá an greann céadna ionta agus an ḟéaċaint céadna acu—idir truaġ agus magaḋ—ar a laige, a dtuitim is a bpeacaí féin.

Caṫal buiḋe mac Giolla Ġunna do ḋein (d'éag, 1756).

Meadair an aṁráin air:

— x — á — — — x — á —
— x — á — — x — i (ḃéarsa a Dó).

Oċt ḟoclaċ beag is ainm don ṁeadair sin.

A ḃunáin ḃuiḋe, sé mo léan do luiḋe
Is do ċnáṁa sínte taréis do ġrinn,
Is ní hearḃa biḋ, aċ díoġḃáil diġe
A d'ḟág in do luiḋe tu ar cúl do ċinn.
Is measa liom féin ná scrios na Traoi
Tu beiṫ id luiḋe ar leacaiḃ lom'—
Is naċ ndearn' tu diṫ ná dolaiḋ san tír,
'S nárḃ fearr leat fíon ná uisge poll.

A ḃunáin áluinn, sé mo ṁíle cráḋ tu
  Do ċúl ar lár amuiġ roṁam sa tsliġe ;
'S gurab iomḋa lá a ċluininn do ġrág
  Ar an láib is tu ag ól na diġe.
Sé an ní deir các le do ḋreatáir Cátal
  Go ḃfuiġ' sé bás mar siúd má's fíor ;
Aċ ní hamlaiḋ atá, siúd an préaċán breáġ
  Ċuaiḋ i n-éag ar ball le díṫ na diġe.

A ḃunáin óig, sé mo ṁíle brón
  Tu ḃeiṫ sínte suar imeasg na dtom,
'S na luċaiġ móra ag triall 'un do ṫórraiṁ
  Le déanaṁ spóirt agus pléisiúr ann :
Is dá gcuirteá sgéala fé mo ḋéin-sa,
  Go raiḃ tu i ngéiḃeann nó i mbruid gan
    bríġ,
Do ḃrisfinn béim duit ar an loċ sin Ḃéarsaiġ
  A ḋ'fliuċfaḋ do ḃéal is do ċorp istiġ.

Ní hiaḋ ḃur néanlaiṫ atá mé ag éagnaċ,
  An lon, an smaolaċ, nó an ċorr ġlas,
Aċ mo ḃunán ḃuiḋe, atá lán do'n ċroiḋe,
  Is gur ċosaṁail liom ḟéin í i nós 's i ndat ;
Ḃíoḋ sé go síorruiḋe ag ól na diġe
  Is deirtear go mbím-se mar sin seal ;
Níl deor dá ḃfuiġinn-se naċ leigfinn síos
  Ar eagla go ḃfuiġinn-se bás den tart.

Sé d'iarr mo stór orm leigint den ól,
Nó nać mbeinn-se beo, aċ seal beag gearr ;
Aċ duḃairt me léiṫi go dtug sí an ḃréag
Gurḃ ḟuide mo ṡaoġal-sa an deoċ úd
d'ḟaġáil.

Nać bḟeiceann siḃ éan an ṗiobáin réiḋ
A ċuaiḋ i néag don tart ar ball—
Is a ċoṁursain ċléiḃ, ó ḟliuċaiġiḋ ḃur mbéal
Óir ní ḃḟuiġiḋ siḃ braon i ndiaiḋ ḃur
mbáis.

## CRÓNÁN NA MBEAĊ.

Lá geal samraiḋ gan smúit san spéir; mórḃrotal an ṁeaḋon-lae ag loisceaḋ an tailiṁ is an duine; sliaḃ fiaḋain agus fraoċ fé ḃláṫ; agus na beaċa móra ioldaṫaċa ċun saoṫair. Is beag duine naċ cuiṁin leis a leiṫéid sin de lá do ċaiṫeaṁ go díoṁaoin smaointeaċ uair éigin dá ḟaoġal. Na luiḋe ar ḟleasg a ḋroma dó sa ḃfraoċ, a aġaiḋ dóigte ón ngréin, ní léir dó fuaim ná gluaiseaċt 'na ṫimċeall aċ na beaċa. Tá an oiread sain ciúinis ann go gceapann sé

go sonaiḋ sciaṫáin gaċ míl ar an spéir
Is go ndeintear binn-ċláirseaċ den mór-
ċnoc go léir.

Mar tá an taer ciúin ar fuaimint acu.

Sin é atá san aṁrán deas so: cúntas ar lá deaġ-ḟín aċ tá fíor-ḋraoiḋeaċt an tsaṁraiḋ ar ḟeaḃas ann, gile spéire, gáire scoṫa, cuṁraċt fraoiċ agus "crónán na mbeaċ os mo ċionn ins an spéir."

Ní fios cé dein.

Meadair an aṁráin air :

— x — — x — x — í
— x — — x — x — í.

Is aoiḃinn crónán na mór-ḃeaċ ḃfiaḋain
Sna scoṫaiḃ fé ḃláṫ aon lá deaġ-ḟín,
Nuair ḋeallruiġeann grian ar ċnoc is ar ḃré
Is gáireann an doṁan fé soillse an lae.

Aċ an son is binne do ċluintear ann
'S é fuaim na beiċe 'measc bláṫ na mbeann,
Nuair sonaid sciaṫáin gaċ míl ar an spéir
Is deintear binn-ċláirseaċ den ṁór-ċnoc go léir.

Ó taḃair dom sliaḃ fiaḋain le fraoċ fé ḃláṫ,
Is spéir glan an tsaṁraiḋ gan smúit gan scáṫ,
Scoṫa ag deallruġaḋ am ṫimċeall go léir,
Is crónán na mbeaċ os mo ċionn insan spéir.

## TÁID NA RÉALTA 'NA SEASAṀ.

Is iongantaċ áilneaċt agus doiṁneas an smaoiniṁ atá san aṁrán so. Is féidir ná fuil ann aċ aṁrán grádha aċ samluiġtear dom gur aṁrán grádha ar nós "An Druimḟionn Donn Dílis" é agus gurab í Éire an Stuairín seo na mbacall mbreaġ réiḋ agus naċ aon ġráḋ saoġalta í. Is dá ḃríġ sin atá sé mar ḃrollaċ agam ar roinnt aṁrán a taisbeánann cuṁa agus crádh na ndaoine a ġráḋuiġ Éire go ró-ṁór. Níl duine orṫa ná féadfaḋ a ráḋ leis an ḃfile:

Trí niḋ do ċím tríd an ngráḋ:
An peaca, an bás, is an pian.

Cad é nóta an aṁráin seo aċ an fad-tuirse a leanann an iarracht ró-ṁór, an seirbtean a tagann i ndiaiḋ an dóċais áird a bristear. Dar leis an ḃfile, deineann an uair is an áit coṁbáiḋ leis 'na ċás ċruaiḋ. Tá an ġrian is an ġealaċ tar éis dul fé: tá na réalta fuar lom. Tráiġ an taoide den ḟairrge, níl réim ag an eala mar bíoḋ. Tá sé féin uaigneaċ tréigthe anois, cé gur breaġ meisgeaṁail an réim a bíoḋ aige. Aċ bíoḋ gur fuaṫ leis an

nóimeat so, bíoḋ gur cráiḋte millte 'na lár é, féaċ ná fanann aon olc na ċroiḋe don Stuairín a éaluiġ uaiḋ

'S a ṁaiġdean, do ṁill tú im lár mé
'S go bfaġaiḋ tú na grása ó Ḋia.

An file a ḋéanfaḋ aṁrán ċoṁ fuaiṫte pairiúnta le "Róisín Duḃ" i nárd a ḋóċais, ḋéanfaḋ sé, dar liom, a leiṫéid seo i nam an éadóċais nuair do ṫráiġfeaḋ an pairiún de.

Ní fios cé dein.

Meadair an aṁráin air:

— x — x — — á
— x — á — — í

(an tarna bearsa).

Táid na réalta 'na seasaṁ san aer,
An ġrian is an ġealaċ 'na luiḋe;
Tá an fairrge tráiġte gan braon,
'S níl réim ag an eala mar bíoḋ.
Tá an cuaiċín i mbarraiḃ na ngéag
Ġá ṡíor-ráḋ gur éaluiġ sí uainn—
A Stuairín na mbaċall mbreaġ réiḋ
D'ḟág Éire fé ḟaḋ-tuirse ċruaiḋ!

Trí níḋ do ċím tríd an ngráḋ :
  An peaca, an bás, is an ṗian ;
Agus m'intinn dá insint gaċ lá dom
  M'aigne gur ċráiḋ sí le ciaċ.
Sé mo ċuṁa ġéar gur tugas di gráḋ
  'S go mb'ḟearr liom naċ bḟeicfinn í riaṁ—
'S a ṁaiġdean, do ṁill tu im lár mé,
  'S go bḟaġaiḋ tu na grása ó Ḋia.

# Bíos ar mo leabuiḋ.

Gaċ aon Ġaeḋeal a ḋein riaṁ maċtnam ar stair na hÉireann agus ar an léir-sgrios a ḋein an Gall ar an dtír, ní foláir nó ċait sé tamall ar nós an ḟile seo " ag éaḋ le Críost

ṫug ċíos gaċ fearann do Ġallaiḃ i nAolġort
   Ḟlainn
Is Gaeḋil dá leagaḋ, dá gcreaċaḋ, is dá
   gcéasaḋ síor,

(bíoḋ gur " tré ainḃfios " a ḋein sé an gearán). Tá a lán d'ár bfilí adeireann gurab iad ár bpeacaí féin fé ndear trom-láṁ Dé do ṫuitim orainn. Níl Donnċaḋ Dall orta, mar ars' eisean

ó's fíor gur peaca tuit orta ḋein faolċoin
   díoḃ—
A Ċríost, cé an Sasanaċ smearta nár réab
   do ḋliġe?

Sin é an freagra a tug sé ar ḋuine aduḃairt gur mar ġeall ar a bpeacaí a baineaḋ na Cárrṫaiġ dá gcoṁaċt agus gurḃ ḟearr na Sasanaiġ ná iad, mar naċ acu atá gustal an tsaoġail?

Donnċaḋ Dall ó Laoġaire do ḋein.

Meadair an aṁráin air:

— í — a — — a — — é — í.

Do ḃíos im leabaiḋ go haṫuirseaċ tréiṫ im luiġe,
Aréir, tré ainḃfios, tamall ag éad le Críost
Ṫug cíos gaċ fearann do Ġallaiḃ i nAolġort Ḟlainn
Is Gaoiḋil dá leagaḋ, dá gcreaċaḋ is dá gcéasaḋ ṡíor.

Mo scíos naċ lasair ó Ḟlaiṫeas do léigis trínn
Nó an díle ṫabairt gan aireag ṫar Céile Ċuinn
Seaċas díṫ na gCarraṫaċ gceannasaċ dtréiṫeaċ ngroiḋe
Do ḃeir sinn dár ḃfeannaḋ ag fanatics claona an ḟill.

Do ḃíodar tamall go carṫannaċ déirceaċ caoin;
Ba ḃinn a n-easbuig, a manaiġ 's a gcléir ag guiḋe;
Ó's fíor gur peaca tuit orṫa ḋein faolċoin ḋíoḃ—
A Ċríost, cé an Sasanaċ smearṫa nár réab do ḋliġe?

# An Ċeist.

Seo file boċt eile atá cráiḋte ag an gceist céadna agus atá Donnċaḋ Dall:

> Créad an ceart fá leagtar Éire? . . .
> Créad an cóir naċ dtógtar Gaeḋeala?

Agus is deiṁniġteaċ, dá mbeaḋ cluas le héisteaċt againn, go naireoċaimís an "créad fá" céadna ag éiriġe is ag borraḋ as croiḋe na mílte gaeḋeal le seaċt gcéad mblian anuas. Aċ ḃíodar go léir mar do ḃeaḋ "guṫ an duine ag éiġeaṁ sa ḃfásaċ nó guṫ Ráchel ag caoine a clainne agus ná glacfaḋ sólás toisc gan iad do ḃeiṫ ann."

Tá mearḃall ar an ḃfile. Fuair sé radarc ar an gCóir Siorruiḋe agus ba ṁian leis beart do ḋéanaṁ dá réir. Aċ nuair ḟéaċann sé ar an saoġal, ní ḟeiceann sé aċ buaḋ agus réim na hÉagcóra. Cad a ḋéanfaiḋ sé? Cad é an taoḃ le na gclaoiḋfiḋ sé?

Tá ana-ċoṁaċt sa duan so cé gurab í coṁaċt an éadóċais í. Tá croiḋe an ḟile ag briseaḋ agus tuigeann sé ná tiocfaiḋ aon toraḋ ar an éiġeaṁ. San seaċtṁaḋ aois déag a deineaḋ e timċeall 1650. agus tuigfimíd bríġ an

éadóċais agus an brise-ċroiḋe níos cruinne aċ cuiṁneaṁ ar an ndáta san.

Ní fios cé ḋein.

Meadair an aṁráin air:

— x — ó — ó — é —
— x — i — i — é —

A Ḋé ṁóir, an ḋeoin liḃ m'éisteaċt,
Nó an misde ceist ḃeag éigin
Do ċuaiḋ i ndaingean ar ṁacaiḃ léiġinn,
D'ḟiafruiġe ḋiḃ, ó's daoiḃ is léir í?

Ó táim ar mearḃall i nainḃfios sgéala,
Óir má's ionann do tuill gaċ aonneaċ
Coir na sinnsear do rinne an céad-ḟear
Áḋaṁ, ár n Atair, do mealladh le h Éaḃa,

Créad fá ndíoltar pian na péine
Ar aon pór níos mó 'na a céile?
Créad fá saortar gaċ daor éigceart
Is naċ mbíonn saor naċ ndaortar é seal?

Créad fá gcroċtar boiċt gan aon ċoir
Is sliocht na locht i dtoice an traoġail seo?
Créad é an tóḃaċt naċ scriostar éiriċ
'S gur buan a dtóir i ndeoiḋ na gcréiḋmeaċ?

Créad naċ ḃfeanntar clann Lútéarais
'S clann Ċríost dá gclaoiḋe go n-éagaid?
Créad naċ truaġ na huain dá gcréaċtaḋ
'S na mic tíre ag ínġréim' an tréada?

Créad an ceart fá leagtar Éire
'S le na gleo naċ mór go n-éistear?
Créad an ċóir naċ dtógtar Gaeḋeala,
Dream nár ḋiúlt don Dúileaṁ géilleaḋ?

## SLÁN LE PÁDRAIG SÁIRSÉAL.

Tá san aṁrán so caoineaḋ agus éiġeaṁ na nGaeḋeal ar ḃriseaḋ an ḋóċais ṁóir a ḃí acu ó 1685 go 1691. Ar feaḋ na mblian úd, ḃí a gcroiḋe go hárd-ṁeanmnaċ—

Ḃíoḋ teinte cnáṁ againn, is cártaí imearṫa
Is briaṫra Dé dá léiġeaḋ go minic dúinn.
Ac b'é críoċ an sgéil é, taréis an éirliġ
gur fágaḋ iad i n Eaċḋruim 'na sraiṫean-naib sínte
mar ḃeaḋ feoil ċapaill ag maḋraiḃ dá scaoileaḋ.

Ní ċeileann an file aon ní den éirleaċ orainn Ċímíd na farairí fada fionna lúbaċa "gan foscaḋ ón ngaoiṫ ná cré dá gclúdaċ," ċímíd an dream boċt silte nár ċuir le ċéile sa ċampa Ġaeḋlaċ, ċímíd leasú uí Ċeallaiġ, naċ gaineaṁ ná aoileaċ.

Agus dá méid gráḋ atá ag an ḃfile do Ṗádraig Sáirséal, tuigeann sé gur fág sé Éire is Gaeḋil boċt' claoiḋte nuair d'imṫiġ sé leis tar lear.

Tá nóta eile ann leis. Ó am go ham noċtann

an file a sgéal féin. Tá sé 'na aonar. Tógaḋ a ḋias driṫáir ag an sraiṫ aċ cad é an díoġḃáil san aċ cailleaṁaint Diarmoda an tóiġḟear Do ḃí ceann an sgafaire ar halbart iarainn is a ḟeoil dá stracaḋ 's a ḃrataċ dá stiallaḋ. Is boċt an sgéal é, oċ! oċón!

Ní fios cé ḋein.

Meadair an aṁráin air:

x — í — í — é — (an ceaṫrú ḃéarsa)
— x — í — í — é —

A Ṗádraig Sáirséal, slán go dtí tú,
Ó ċuaḋais do'n Ḟrainnc 's do ċampaí scaoilte,
Ag déanaṁ do ġearáin leis na ríġṫiḃ,
Is d'ḟág tú Éire 'gus Gaeḋil boċt' claoiḋte!
Oċ! oċon!

A Ṗádraig Sáirséal, is duine le Dia tu;
Is beannuiġṫe an talaṁ ar ṡiuḃal tu riaṁ air;
Go mbeannuiġiḋ an ġealaċ ġeal is an ġrian duit,
Ó tug tú an lá ó láṁaiḃ Rí Liam leat:
Oċ! oċón!

A Ṗádraig Sáirséal, guiḋe gaċ nduine leat,
Mo ġuiḋe-se féin is guiḋe Ṁic Ṁuire leat;
Ó tóg tú an tÁṫ-Ċaol, ag gaḃáil tré Ḃiorra ḋuit
'S gur ag Cuileann ó gCuanaċ buaḋaḋ leat Luimneaċ:
Oċ! oċon!

Geoḃaḋ-sa siar an sliaḃ so im' aonar
Is geoḃaḋ aniar arís má's féidir;
Is ann do ċonnaic mé an campa Gaeḋealaċ,
An dream boċt silte nár ċuir le ċéile
Oċ! oċón!

Cé súḋ tall ar ċnoc Ḃeinn Éadair?
Saiġdiúir boċt mé le Rí Séamus;
Ḃí me anuiriḋ i narm is i néide
Aċ táim i mbliaḋna ag iarraiḋ déirce:
Oċ! oċón!

Is é mo ċreaċ mar do ċailleamar Diarmuid,
Ḃí ceann an sgafaire ar halbart iarainn;
Ḃí a ḟeoil dá stracaḋ 's a ḃrataċ dá stiallaḋ
'S gan faġáil ċarta 'ge, dá ḃfaġaḋ sé Dia air:
Oċ! oċón!

Is é mo ċreaċ-sa an tsraiṫ dá tógaint
An dá ḟear déag do ḃí os cionn Ḟéoraċ;
Mo ḋias driṫáir is iad is gleo liom,
Aċ mo ċúig céad dít-ċur Diarmuid an t-óigḟear:
Oċ! oċón!

Cuireaḋ an ċéad ḃriseaḋ orainn ag droiċead na Bóinne
An tarna briseaḋ ag droiċead na Sláinge
An tríoṁaḋ briseaḋ i nEaċḋruim uí Ċeallaiġ
'S a Éire ċuṁra, mo ċúig céad slán leat
Oċ! oċón!

An uair las an teaċ, ḃí an deataċ dá múċaḋ,
'S clann Ḃill Ḃradaig dá ngreadaḋ le púdar;
Níl aon urċar dá scaoilidís ḟúinn-ne
Ná fiafruiġeaḋ *Colonel Mitchell* ar leagaḋ *Lord Lucan*
Oċ! oċón!

Mo ċúig céad slán ċugaiḃ, a ḟallaí Luimniġ,
'S ċun na buiḋne áilne do ḃí 'nár gcuideaċtain;
Ḃíoḋ teinte cnáṁ againn is cártaí imearta,
Is briatra Dé dá léiġeaḋ go minic dúinn!
Oċ! oċón!

A Lonndain Doire, bolgaċ ċuġat-sa,
Ar nós na scáile ar lasaḋ le púdar;
'S a liaċt faraire fada fionn lúbaċ
Gan fosgaḋ ón ngaoiṫ ná cré dá gcuṁdaċ!
Oċ! oċón!

Do ḃí mé ar ṡliaḃ lá breaġ gréine,
Do ċonnaic mé na Sasanaiġ i ḃfoċair a ċéile,
An cos capall ba ḋeire ḃí i nÉirinn—
Ó! coiméad dom na bodaiġ go mbaineaḋ-sa gé asta!
Oċ! oċón!

Is mó saiġdiúir meiḋreaċ meanmnaċ
Do ġaiḃ an tsliġe seo le seaċt seaċtṁainí
Fé ġunna, fé ṗíce, fé ċlaiḋeaṁ ċinn airgid
Aċ tá siad sínte ṡíos in Eaċḋruim :
oċ! oċón!

Tá leasú ag Ua Ceallaiġ naċ gaineaṁ ná aoileaċ
Aċ saiġdiúirí tapa ḋéan faḋ gairce le píce ;
Do fágaḋ iad i nEaċḋruim 'na sraiṫeannaiḃ sínte
Mar ḃeaḋ feoil ċapaill ag madraiḃ dá scaoileaḋ,
oċ! oċón!

Cé siúd tall ag dorar na ceardċan ?
Ná ceil ar Rí liam é, mise Brian Láidir
Fan id ṡeasaṁ, a ḃodaiġ, go gcaiṫeaḋ grán leat.
A ġiolla na prairce, ní ḃacfaḋ go bráṫ leat.
oċ! oċón!

# Éamonn an Ċnuic.

Gaeḋeal boċt uaigneaċ ar a teiċeaḋ atá ag cainnt san amrán so. Tá sé amuiċ le fada gan dánaċt aige ar aon neaċ. Fé ḋeire ḋeineann sé ar ṫiġ a ġráḋa. Réabann sé an doras beagnaċ mar tá an púdar go tiuġ dá ḟíor-ḟéiḋeaḋ leis aċ ní tugann sise ḃeiṫ istiġ do. Tríḋ an ndoras dúnta seaḋ ḋeineann sí a cuid don ċoṁráḋ leis. I nainneoin an ḟuar-ḟáilte sin áṁ, iarrann sé uirṫi éalóḋ leis fén gcoill ag spealaḋ na drúċta agus tá cur síos pairiúnta aige ar an saoġal a ḃeiḋ acu ann—

Go bráṫ bráṫ ní ṫiocfaiḋ
An bás i nár ngoire
I lár na coille cuṁra.

Aċ ní ċuiṁniġeann sí aċ uirṫi féin,—do ḃeimís araon múċta,—ní leigeann an lag sprid di imṫeaċt. Ḃailiġeann sé leis na aonar, tá an fuaċt tar éis an teas aige, agus nuair a ċuireann sé a ḃeannaċt abaile ċúiċi, is searḃ a laḃrann sé—

Mar is searḃ gaċ éan
A laḃrann leis féin
Ar ċurraċ nó ar taoḃ móna.

Dráma beag ann féin seaḋ an t-aṁrán so. Ċímíḋ an ḃeirt: an méirleaċ óg pairiúnta gur cuma leis an baoġal is an bás féin, agus an ḃean scáṫṁar fuar-te ná cuiṁniġeann aċ ar coṁpórd an ċuirp. An síor-ṡeana sgéal atá i gceist—roġa an dá ṁian: mian an ċuirp ċun sáiṁe agus seascaireaċta, agus glaoḋaċ na fola ċun an árd-ġníṁ a ṫaḃairfiḋ leis an contaḃairt is an anró. Ḃa ḋíṫ-ċéille don ṁnaoi imṫeaċt aċ. . . . Mar ḃárr ar gaċ ní eile, tá suiḋeaṁ iongantaċ ar an ndráma mbeag: an oiḋċe, an doras dúnta agus an púdar dá ṡíor-ṡéideaḋ.

Ní hiongna mar sin gur ceann des na haṁráin is mó clú againn an taṁrán so.

Ní fios cé ḋein.

Meadair an aṁráin air:

— é — — u
— — é — — u
— é — — u — ú — aċ níl sé go cruinn tríd síos.

Cé hé sin amuiġ,
Go ḃfuil faoḃar ar a ġuṫ,
Ag réabaḋ mo ḋorais dúnta?

Mise Éamon an Ċnuic
Atá báiḋte fuar fliuċ
Ó ṡíor-ṡiuḃal sleiḃte is gleannta.
A laoġ ḋil 's a ċuid,
Créad a ḋéanfainnse ḋuit
Mura gcuirfinn ort beinn dem' ġúna.
'S go ḃfuil púdar go tiuġ
D'á ṡíor-ṡéideaḋ leat,
'S go mbeimís araon múċta?

Is fada me amuiġ
Fé ṡneaċta is fé ṡioc
'S gan dánaċt agam ar aon neaċ;
Mo ṡeisreaċ gan scur,
Mo ḃranar gan cur,
Is gan iad agam i naon ċor!
Nil caraid agam—
Is danaid liom san—
Do ġlacfaḋ me moċ ná déanaċ,
'S go gcaiṫfiḋ me dul
Tar fairge soir,
Ó 's ann ná fuil mo ġaolta.

A ċumann is a ṡearc
Raġaimíd-ne seal
Fé ċoillṫiḃ ag spealaḋ na drúċta,
Mar a ḃfaiġmíd an breac,
'S an lon ar a nead,
An fiaḋ is an poc ag búirṫe:

Na héiníní binne
Ar ġéigíní ag seinnm,
'S an cuaiċín ar ḃárra an iuḃair ġlais,
Go bráṫ bráṫ ní ṫiocfaiḋ
An bás i nár ngoire
I lár na coille cuṁra.

Naċ agamsa tá an sgéal
Is measa fén ngréin
Ar maidin 's me i dtúis m'óige,
'S gur searḃ gaċ éan
A labrann leis féin
Ar curraċ nó ar ṫaoḃ móna.
Do rinneaḋ mo ċreaċ,
Is do sáruiġeaḋ mo nead,
Is do fágaḋ me gan aon neaċ;
Is má tá sin ag teaċt,
An fuaċt d'éis an teas,
A rúin-Searc, mo ḃeannaċt féin leat.

## SEÁN Ó DUIḂIR.

Is iongantaċ áilneaċt an aṁráin seo. Mar aṁrán le ceol, níl a sárú againn: aċ beireann sé an ċraoḃ leis mar ḟilíoċt ċoṁ maiṫ. Is cinnte ná fuil an taṁrán go léir againn anois ná an teagar ceart air fé mar atá. Aċ tá bríġ an sgéil soiléir go maiṫ.

Tá Seán Ó Duiḃir ar a ṫeiċeaḋ ó ḋaoine uaisle an ḃaile. Bíonn sé ‘na luiḋe go duairc fé scairtiḃ is i gcuasaiḃ an tsleiḃe.’ Agus tá mí-ṁisneaċ ag teaċt air. An ċoill féin a ṫugaḋ ‘scáṫ a ċluas’ do, tá sí dá gearraḋ: tá an ġaoṫ aduaiḋ dá leaṫaḋ, tá bás ins an spéir. Cuiṁniġeann sé ar aoiḃneas an tseana-ḟaoġail: nuair d'éiriġeaḋ sé ar maidin, d'airiġeaḋ sé na haḋairc dá séideaḋ, ċíoḋ sé an mada ruaḋ 'na ṫréan-riṫ agus ‘an ḃean go duḃaċ sa ḃealaċ ag áireaṁ a cuid gé.’ Aċ anois tá an Gall i nuaċtar. Tá scaipeaḋ ar ṫaoisiġ na nGaeḋeal: ‘i sráid na gcuaċ ní holtar a sláinte ná a saoġal.’ Agus tá rud is measa fós sa sgéal. Fuair sé scannal fé na ċuid féin. Ní hiongna mar sin go ndeireann sé,

Mura bfaiġead-sa suaiṁneas feasta

Ó ḋaoiniḃ uaisle an ḃaile,
Tréigfiḋ me mo ṡealḃ
  Agus fágfad an saoġal.

Sé buaḋ an aṁráin seo go ḃfuil sé lán de ṗictiúirí beo agus de ċainnt uasal ṁaorḋa. Féaċ an cursíos ar fiaḋaċ an ṁada ruaiḋ, féaċ, an líne eile: an girrḟiaḋ ar ḃruaċ an rosa ar fán le na ré. Agus an brón binn atá ag riṫ tríd: an méirleaċ ag maċtnaṁ ar an seana-saoġal aoiḃinn atá imṫiġṫe anóis.

Is a liaċt lá breaġ fada
Tig ubla cuṁra ar crannaiḃ,
Duilleaḃair ar an ndair
  Agus drúċt ar an ḃféar.

Níl duan san leaḃar so is aoirde filíoċt ná an t-aṁrán so na ndaoine.

Ní fios cé dein.

Meadair an aṁráin:

— x — x — a —
x — x — a —
x — x — a —
— x — — é

Ar m'éiriġe dom ar maidin
Grian an tsaṁraiḋ ag taiṫneaṁ.
Ċuala an uaill d'á casaḋ
  Agus ceol binn na n-éan;

Bruic is míolta gearra,
Creaḃair na ngoba fada,
Fuaim ag an macalla,
  A's láṁaċ gunnaí tréan ;
An sionnaċ ruaḋ ar an gcarraig,
Míle liú ag marcaiġ,
A's bean go duḃaċ san mbealaċ
  Ag áireaṁ a cuid gé ;
Aċ anois tá an ċoill d'á gearraḋ.
Triallfaimíd tar calaḋ,
A's a Ṡeáin uí Ḋuibir an Ġleanna
  Tá tú gan ġéim.

Is é sin m'uaigneas fada,
Scáṫ mo ċluas d'á ġearraḋ,
An ġaoṫ aduaiḋ am leataḋ,
  Agus bás ins an spéir ;
Mo ġaḋairín suairc dá ċeangal,
Gan cead lúiṫ ná aistiḋeaċt'
Do ḃainfeaḋ gruaim den leanḃ
I meaḋon ġil an lae ;
Croiḋe na huaisle ar an gcarraig
Go ceásraċ buacaċ beannaċ,
Do ṫiocfaḋ suas ar aiteann
  Go lá deire an traoġail ;
'S dá ḃfaiġinn-se suaiṁneas tamall
Ó ḋaoiniḃ uaisle an baile,
Do ṫriallfainn féin ar Ġaillim
  A's d'ḟágfainn an scléip.

Táid fearainn ġleanna an tsruta
Gan ċeann ná teann ar luċtaiḃ;
I sráid na gcuaċ ní hóltar
  A sláinte ná a ṡaoġal;
Mo loma luain gan forcaḋ
Ó Ċluain go Stuaic na gcolm
'S an girrḟiaḋ ar ḃruaċ an rosa
  Ar fán le na ré,
Céard í an ruaig seo ag gallaiḃ
Ag bualaḋ, ag buaint, ag cartaḋ?
An smóilín binn 's an lon duḃ
  Gan sár-ġut ar ġéig;
'S gur mór an tuar ċun cogaiḋ
Cléir go buarṫa a's an pobal
D'á seolaḋ i gcuantaiḃ loma
  I lár ġleanna an tsléiḃe.

Is é mo ċreaċ ar maidin
Ná fuair me bás gan peacaḋ
Sul a ḃfuair me scannal
  Fé mo ċuid féin;
A's a liaċt lá breaġ fada
Ṫig ubla cuṁra ar ċrannaiḃ,
Duilleaḃar ar an ndair,
  Agus drúct ar an ḃféar;
Anois táim ruaigte óm' ḟearann,
I n-uaigneas ḃfad óm ċaraid,
Am luiḋe go duairc fé scairtiḃ
  'S i gcuasaiḃ an tsléiḃe.
'S muna ḃfaiġeaḋ-as ruaiṁneas fearta
Ó ḋaoiniḃ uaisle an baile,
Tréigfiḋ me mo ṡealḃ
  Agus fágfaḋ an saoġal.

# Donnċaḋ Bán.

"Bean tréiḃe éigin do ḋein an marḃna so ag caoineaḋ Connaċtaiġ óig do croċaḋ le Gallaiḃ. Ní fios cérḃ' é an Connaċtaċ óg úd ná cár croċaḋ é ná cérḃ' í bean a ċaointe. Ná tuigtear leis na focalaiḃ 'driṫáirín' ⁊c., gur ḋriofúir ḋó í mar is gnáṫaċ driṫáir agus driofúir do ġairm do ḋuine mar ainm ceana."

Ar an naoṁaḋ aois déag don aṁrán so, is dóċa. B'ḟéidir gur leis na Fíníní nó na buaċaillí bána bain Donnċaḋ. Tá an laige agus an neaṁ-ċoṁaċt a ḃí an uair sin sa Ġaeḋeal le feicsint go hana-ṡoiléir tríd síos. Ċímíd an beirt san áit iasaċta: tá aon ḃuaċaill boċt aṁáin agus coṁaċt uile na nGall ag teannaḋ leis, breiṫiṁ, coirte, fir dliġe, saiġdiúirí. Tá bean a ċaointe ag bun na croiċe i measg na nGall is a ceann dá scoilteaḋ. Is boċt an scéal é.

Tá an nóta pearsanta go hana-ṫréan leis sa ṁarḃna. Caoineann an ḃean go mór an buaċaill cruinn deas:

Níorḃ í an ċnoc ba dual duit
Aċ dul ċun an sciobóil is t'easair do bualaḋ,
An céaċta d'iompóḋ deiseal is tuaiṫbeal,
'S an taoḃ dearg den fóḋ do ċur i nuaċtar.

Aċ do ṫug sé cúl leis sin ċun dul sa ċontaḃairt
Ag siuḃal na drúċta i gcuim na hoiḋċe.
Agus do ḋíol sé as. Mac Uí Ṁultáin a scéiḋ air agus a ṫug ċun a ċroċta é.

Mar sin tá spré Ḋonnċaḋa Ḃáin ag teaċt aḃaile

Is ní ba, caoirig é ná capaill
Aċ tobac is píopaí is coinnle geala—

an sín-seana-sgéal go dtí gur ċuir na Gaeḋil uile le céile, gur éiriġdear as an neaṁ-ċoṁaċt ba leo, agus gur ḃruiġadar futa na spiaḋairí.

Ní fios cé ḋein.

Meadair an aṁráin air:

aċ ní sé go ró-ċruinn.

x — x — x — í — (an tarna
— x — x — x — í — ḃéarsa)

Is ar an mbaile seo connaic siḃ an iongna
Ar Ḋonnċaḋ Ḃán is é dá ḋaoraḋ.
Ḃí caipín bán air i náit a hata
Is róipín cnáibe i náit a ċaraḃata.

Tá mé ag teaċt ar feaḋ na hoiḋċe
Mar ḃeaḋ uainín i measg seilb ṁóir caoraċ,
Mo ḃrollaċ foscailte 's mo ċeann liom
sgaoilte
Is cá ḃfaiġinn mo ḋriṫáirín roṁam aċ sínte?

Ċaoin mé an céad dreas ag gob an loċa,
An tarna dreas ag bun do ċroiċe,
An tríoṁaḋ dreas ós cionn do ċuirp-se
I measg na nGall is mo ċeann dá scoilteaḋ.

Dá mbeiṫeá agamsa san áit ar ċóir duit
Ṫíos i Sligeaċ nó i mḂaile an Róḋba
Ḃrisfí an ċroċ, gearrfaí an rópa
'S leigfí Donnċaḋ bán aḃaile ar an eolas:

'S a Ḋonnċaḋ ḃáin, níorḃ í an ċroċ ba ḋual
duit
Aċ dul ċun an scioboil is t'easair do ḃualaḋ,
An céaċta d'iompóḋ deiseal is tuaiṫḃeal
'S an taoḃ ḋearg den ḟóḋ do ċur i nuaċtar.

A Ḋonnċaḋ ḃáin, a ḋriṫáirín dilis
Is maiṫ tá ḟios agam siúd do ḃain díom tu,
Ag ól an ċupáin, ag deargaḋ an píopa
'S ag siuḃal na drúċta i gcuim na hoiḋċe.

A Ṁic uí Ṁulṫáin, a sciúrsa an mí-áiḋ,
Ní laoġ bó bradaiġe a ḃí im ḋriṫáir,
Aċ buaċaillín cruinn deas ar cnoc 's ar ċnocán
Do ḃainfeaḋ fuaim go bog binn as camán.

'S a Ḋonnċaḋ ḃáin naċ é sin an buaiḋreaḋ
'S a ḟeaḃas d'iomċuróċá spuir agus buatais
Ċuirfinn éadaċ faiseanta ort den éadaċ ba ḃuaine
Is ċuirfinn amaċ tu mar ṁac duine uasail.

A Ṁic Uí Ṁultáin ná raiḃ do ċlann ṁac le ċéile
Ná do ċlann inġean ag iarraiḋ spré ort!
Tá dá ċeann an ḃúird folaṁ 's an turlár líonta
Is Ḋonnċaḋ bán, mo ḋriṫáirín, sínte.

Tá spré Ḋonnċaḋa ḃáin ag teaċt aḃaile
Is ní ba, caoirig é ná capaill;
Aċ tobac is píopaí is coinnle geala
Is ní dá ṁaoiḋeaṁ é ar luċt a gcaiṫte!

## Cill Cais.

Caoineaḋ ar an lom-sgrios a deineaḋ ar Ċill Cais atá san aṁrán so. Is léir ón gcainnt an dá Ċill Cais. An sean-ċeann: tiġ mór uasal i lár a coillte, geataí breáġ' néata ar tosaċ, *avenue* greanta fé scáṫ na gcrann gcraoḃaċ, faiṫċe aoiḃinn ar aġaiḋ an tiġe, cúirt ġrianaċ uasal. Deaġ-ḃean, 'cara na ḃfíor-ḃoċtán,' na coṁnuiḋe ann, iarlaí ag tarraing ṫar tuinn ann,' an tAifreann doiṁin dá ráḋ. Géim go flúirseaċ ann, ceol binn na néan ann

Is an cuaiċín i mbarra na ngéag ann—
Ó is í ċuirfeaḋ an saoġal ċun suain.

Casann an roṫ timċeall. Tagann an planter gallda agus cad é sin mar aṫarrú? Na geataí ar lár, an *avenue* lom noċtaiṫe, an ċúirt féin ag sileaḋ an ḃraoin di, cloċa agus maol-ċloċáin mar a raiḃ an ċoill. Na héin na dtost, an géim ċun fáin, ceo ar ċraoiḃ agus smúit ag tuitim ón spéir ann. A muintir scaipiṫe, an tEasbog is *Lady Iveagh* i leaḃar na marḃ agus an treiḃ dá tógaint den dream beag a fágtar. Ní hiongna go ḃféaċtar anois le léan ar an mbaile fuair réim i ngaċ tír.

Níl aon ní ṫar ḟóir sa ṗictiúir léanṁar so. Go dtí go dtuigmíd go raiḃ sgéal gaċ stáit eile ar fuaid na tíre, díreaċ mar do ḃí sgéal Cille Cais, is ar éigin a ṫuigfimíd cúrsaí na hoċtṁaḋ aoise déag, an aois is measa a d'ḟuilig an Gaeḋeal riaṁ. Tá na trí neiṫe le taḃairt fé ndeara sa ṗictiúir seo: scrios na dteaġlaċ mór agus a n-imṫeaċt ṫar lear, lomṁilleaḋ na stát ag na tiġearnaí nua, agus an treiḃ dá tógaint des na daoine boċta agus a ndíbirt le fán.

Do ṫuig na Gaeḋil gurḃ ionann a dtuitim féin agus tuitim na gcrann. An leiġeas a ḃí ag Éamon an Ċnuic ar a anró "fé ċoilltiḃ ag spealaḋ na drúċta," níl san a ṫuille ag Seán ó Duiḃir: "tá scáṫ a ċluas dá gearraḋ." Na daoine a ṫáinig na ndiaiḋ-sean, ní raiḃ acu aċ dul le spailpíneaċt, nó ar lorg na déirce nó imṫeaċt ṫar lear. Níor ṫug na tiġṫe móra ná na coillte foscaḋ ná foiṫin dóiḃ a ṫuille.

Ní fios cé dein.

Meadair an aṁráin air: .

— — x — — x — — ei —

— x — — ei — — a

Caḋ a ḋéanfaimíḋ feasta gan aḋmaḋ,
Tá deire na gcoillte ar lár.
Níl trácht ar Ċill Ċais ná a teaġlaċ,
Ní ċluinfear a cling go bráṫ—
An áit úd 'na gcoṁnuiġeaḋ an deiġ-ḃean
Fuair gairm is meiḋir tar ṁnáiḃ;
Ḃíoḋ iarlaí ag tarraing tar tuinn ann
'S an tAifrionn doiṁin d'á ráḋ.

Is é mo ċreaċ fada 's mo léan ġuirt
Do ġeataí breaġa néata ar lár,
An *avenue* ġreanta fé saoṫar
'S gan foscaḋ ar aon taoḃ den *walk*;
An ċúirt ḃreaġ ag sileaḋ an ḃraoin di
'S an garra réiṁ go tláṫ
Is i leaḃar na marḃ do léiġtear
An tEasbog is *Lady 'Veagh.*

Ní ċluinim fuaim laca ná gé ann
Ná fiolar ag déanaṁ aeir cois cuain,
Ná fiu na mbeaċa ċun saoṫair
Ṫaḃarfaḋ mil agus céir don tsluaġ.
Níl ceol binn milis na néan ann
Le haṁarc an lae dul uainn,
Ná an cuaiċín ar barra na ngéag ann—
O is í ċuir fead an saoġal ċun suain.

# Óir-Ciste.

Nuair tagann na puic fé na sléiḃte
'S an gunna le na dtaoḃ 's an líon,
Féaċann siad anuas le léan ar
An mbaile fuair réim i ngaċ tír;
An faiṫċe ḃreaġ aoiḃinn 'na raoḃaċ
'S gan forcaḋ ar aon taoḃ ón trín,
Páirc an *phaddoch* 'na *dairy*,
Mar a mbíoḋ eilit ag déanaṁ a sgít.

Tá ceo ag tuitim ar ċraoḃa ann
Ná glanann sé, grian ná lá;
Tá smúit ag tuitim ón spéir ann
'S a cuid uisge go léir ag tráġaḋ;
Níl coll, níl cuileann, níl caor ann
Aċ cloċa is maol-ċloċáin,
Páirc an forġaois gan craoḃ ann,
Is d'imtiġ an géim ċun fáin.

Anois mar ḃárr ar gaċ mí-ġreann
Ċuaiḋ prionnsa na nGaeḋeal tar sáil'
Anonn le hainnir na míne
Fuair gairm sa ḃFrainnc 's sa Spáinn.
Anois tá a cualaċt dá caoineaḋ
Ġeiḃeaḋ airgeaḋ buiḋe agus bán;
Is í ná tógfaḋ seilḃ na ndaoine
Aċ capa na ḃfíor-ḃoċtán.

Aitċim ar Ṁuire ir ar Íora
 Go dtagaid ri airír ċugainn rlán,
Go mbeid rinnci fada ag gaḃáil timċeall
 Ceol beidlín ir teinte cnám;
Go dtógtar an baile reo ár rinrear
 Cill Cair ḃreag airír go hárd,
'S go bráṫ nó go dtiocfaid an díleann
 Nár feictear í airír ar lár!

## An Spailpín Fánaċ.

Seo teastas ana-ṡoiléir ar Ċéim-síos na nGaeḋeal san oċtṁaḋ aois déag. Má's searḃ é, is fíor.

Tá an buaċaill bog óg 'na ṡuiḋe cois balla ar aonaċ na hírálta. Tagann bodaiġ na tíre ar a gcapaill—is iad na tiġearnaí nua iad—agus inṡiuċaid é ó ḃonn baṫas mar do ḃeaḋ bullán ar aonaċ, ag meas a nirt is a ṡláinte. Ar ball glaoḋfaiḋ duine acu air "O! teanam ċun siuḃail, tá an cúrsa fada"—agus seo ar siuḃal an Spailpín Fánaċ. Is searḃ atá a smaointe. Ḃí tamall gearr ó ṡoin ann agus ḃí a ṁuintir féin fé ḃuaiḃ, fé ċaoire, fé laoiġ breaġ' geala mar atá na bodaiġ seo. Aċ do cuireaḋ asta iad—is léir cionnus—agus ó ṡoin i leiṫ tá sé féin is a ṁuintir 'na maidríní lataiġe acu—call here you Spailpín Fánaċ. Sa deire, briseann ar an ḃfoiḋne aige agus bailiġeann sé leis sa ḃFrainnc leis na Géanna Fiaḋna bíoḋ gur deacair a ráḋ an é a leas a deineann sé.

Ní fíos cé dein.

Meadair an aṁráin air :
aċ níl sé go ró-ċruinn.

— x — í — í — a
— í — i — á —

Go deo deo arís ní raġad go Caiseal
  Ag díol ná ag reic mo ṡláinte,
Ná ar ṁargaḋ na saoire am ṡuiḋe coir balla
  Am sgaoinse ar leaṫ-taoḃ sráide—
Bodairiġ na tíre ag tíġeaċt ar a gcapaill
  D'á ḟiafruiġe an ḃfuilim hirálta ;
Ó ! teanam ċun siuḃail, tá an cúrsa fada :
Seo ar siuḃal an Spailpín Fánaċ.

Mo ċúig ċéad slán ċun dúitċe m'aṫar
  Agus ċun an Oileáin ġrádṁair ;
'S ċun buaċaillí na Cúlaċ ós díoḃ nár ṁisde
  I n aimsir ċasta na gárda.
Aċ anois ó táimse am ċaḋain boċt dealḃ
  I measc na ndutaiġ ḃfán so
Sé mo ċuṁa croiḋe mar fuair me an ġairm
  Ḃeit riaṁ am Spailpín Fánaċ.

Is ró-ḃreaġ is cuiṁin liom mo daoine beit
  sealad
  Ṫiar ag droiċead Gáile
Fé buaiḃ, fé ċaoire, fé laoiġ breaġ' geala
  Agus capaill ann le h-áireaṁ.
Aċ b'é toil Ċríost é gur cuireaḋ sinn asta
  'S go ndeaġamar i leit ár sláinte,
'S gurḃ é ḃris mo ċroiḋe i ngaċ tír dá raċam
  “ Call here, you Spailpín Fánaċ.”

Am Spailpín Fánaċ fágaḋ mise
  Ag seasaṁ ar mo ṡláinte,
Ag siuḃal an drúċta go moċ ar maidin
  Is ag bailiú galar ráiṫe.—
Ní ḟeicfear corrán am láiṁ ċun bainte,
  Súist, ná feac beag ráinne,
Aċ colours na bFranncaċ ós cionn mo leabṫan,
  'S píce agam ċun sáidte.

## DO ṠÉAMUS MAC GEARAILT.

Nár ḃfaiġeaḋ-sa bás coiḋċe agus nár ḃfágaḋ an saoġal so
Go ḃfeiciḋ me na Sasanaiġ ag dul ar lorg déirce
Ráin ar a ngualainn, ag tuilleaḋ páġ an lae seo
Agus bróga boga fliuċa orta mar tá ar ċlanna Gaedeal boċt.

Spailpín fánaċ eile, is dóċa, a ḋein an béarsa searḃ so agus ní deacair an searḃas do tuigsint. Aċ seo cúpla amrán tíos a ṁúin fiḋ dúinn go raiḃ taoḃ eile ar an sgéal acu agus gur ḟéadadar greann agus meiḋir do ḃaint as an anró ar uairiḃ.

Spailpín atá ag iarraiḋ ar Ṡéamus mac Gearailt gaḃa, maide glan réiḋ do ċur 'na ráin do (agus bacán greanta leis más é a toil é!) Mar tá socair aige ċom luaṫ agus a beiḋ an ráin i ngléas aige, an bóṫar go Gaillim do ṫabairt air, "Mara ngeaḃaḋ gaċ lae mo raol is breicfeast mar páġ." Aċ cé beaḋ sa spailpín sin aċ Eoġan Ruaḋ féin! Ġeiḃmíd dá ḃríġ sin pictiúir ana-ṡuimeaṁail ar lá de

laeṫeantaiḃ oibre an file nuair imṫiġeann sé 'na spailpín.

Ḃeiṫ ag roṁar roimis ó ḋuḃ go ḋuḃ ar raol is breicfeast.—cad é sin mar obair d'ḟile! Agus san oiḋċe nuair ċaiteann sé é féin ar an dtalaṁ tuirseaċ tréiṫ ċun a sciṫ do leigint dé, cad é an díoġḃáil aċ an maor do ṫeaċt ċuige, ġá loċtú!

Aċ labarfad féin go réiṁ ar Eaċtra an Ḃáis
Nó ar ċaṫaiḃ na nGréag is an Trae d'ḟág
flaṫa go tláṫ
Is le bladaireaċt ċlaon na ḋéiḋ sin, canfad
dó dán.

Spailpín fánaċ agus litríoċt an domain aige ar ḃárr a ṫeangan, do ṫuit an t-iongantas san amaċ go minic san aois sin. Agus naċ é an spailpín céadna so a ṁúin bríġ focail éigin sa Ġréigis do ṁac an tiġearna talṁan a ḃí taréis filleaḋ abaile agus léiġeann Ollscoil na Frainnce aige!

Is deacair saoġal diaṁar an Ġaeḋil do ṫuigsint san aois ṁí-aḋṁaraiġ sin nuair do measgaḋ ar a ċéile an aindeise is an ragairne, an greann is an searbas, an árd-ṁeanma agus

an t-éadóċas. Go deiṁin ní ċreidfimís an sgéal ḃeit aṁlaiḋ mura mbeaḋ na haṁráin a ḟág sé na ḋiaiḋ, dá ċruṫú dúinn.

Eoġan Ruaḋ ó Súilleaḃáin do ḋein (1748-1784).

Meadair an aṁráin air:

— a — — é — é — a —— á.
— a — — é — é — a —— á.

A ċara mo ċléiḃ, 'sa Ṡéamuis ġreannṁair
ġráḋaiġ
D'ḟuil Ġearaltaiġ, Ġréagaiġ, éaċtaiġ, airm-
nirt, áiġ—
Maide glan réiḋ i ngléas, bíoḋ agat dom ráin
Is mar ḃarra ar an sgléip, cuir léi go greanta
bacán.

M'arm i ngléas tar a éis go greanta ó tá,
Is ó tosaċ mo saoġail i léiġeann mo tart-sa
nár báḋaḋ
Ní stadfad go dtéiġead im réim don Ġailliṁ
lem' ráin
Mara ngeoḃad gaċ lae mo raol is breicfeast
mar páġ.

Ar gcaiṫeaṁ an lae má's tréiṫ nó tuirseaċ
mo ċnáṁa,
Is go n-abrann an maor naċ éaċtaċ m'acfuinn
ar ráin,
Labarfad féin go réiṁ ar Eaċtra an Ḃáis,
Nó ar ċaṫaiḃ na nGréag 's an Trae d'ḟág flaṫa
go tláṫ.

Ar Ṡamson an laoċais déanfad labairt i dtráṫ,
'S ar Alastrom tréan ba ċraos ċun seasaiṁ le
náṁaid,
Ar ċeannas na Caesar éaċtaċ airm-nirt árd,
Nó ar Aicill an laoċ d'ḟág céadta marḃ san
bpáirc;

Ar ċoirrċeann Ṁic Tréin, 'sa bḟéinn ċúm
easbuiḋ is ár,
Is ar imteaċtaiḃ Ḋéirdre i scéiṁ 's i bpearsain
rug bárr,
Le bladaireaċt ċlaon 'na ḋéiḋ sin canfad dó
dán—
Sin agat, a Ṡéamuis, fé mar ċaiṫfead-sa an lá.

Iar gcaiṫeaṁ an lae dá réir sin geaḃad mo ṗág
'S i mbrollaċ mo léine déanfad a ċeangal le
cnáib;
Don ḃaile ar mo ṫéaċt, béiḋ mé ar meanmain
árd,
'S ní scaipfead i naon ċor raol go dtagad id
dáil.

Mar is fear tu mar mé do ċéas an seana-ṫart lá;
Raċam araon fé scléip go taḃairne an stáit;
Is rabairneaċ glaoḋfam éil is dramanna ar ċlár
Is taisce ní ḋéanfad féin d'aon leaṫ-ṗiġinn dom'ṗáġ.

## RAFTERÍ.

Freagra é seo a ṫug Rafterí dall uaiḋ ar an té d'ḟiafruiġ "cé hé an ceoltóir" uair dá raiḃ sé ar rinnce ag seinnt. Deineann an béarsa deiriḋ an pictiúir do léiriú dúinn. Ċímíd an seomra lán go doras agus an spórt ar siuḃal: gleo is gliadar na cainnte agus buillí toṁairte na mbróg. Ċímíd an dall leis, "a aġaiḋ ar ḃalla, ag seinm ceoil do ṗócaiḃ folaṁ." Aċ an rud ná feicimíd, an rún a léiriġeann an duan beag dúinn, isé an t-árd-ṁisneaċ atá sa tseanduine i naindeoin gaċ anaċain an tsaoġail, an ciúineas gan cráḋ ná géillfiḋ don éadóċas, an árd-ṁeanma ná labarfaiḋ aon ċasaoid. Agus ċífimíd, ós cóir ár naigne, más maiṫ linn é, an file boċt ag druidim leis an mbás, a ċeann i náirde ar nós na ndall, gan solas aige aċ solas a ċroiḋe le sliġe na fírinne do ṡoillsiú do.

Antoine ó Reaċtúire (nó Rafterí) do ḋein (1784-1835).

Meadair an aṁráin air:

— — x — — x —
— x — — á

Mise Rafterí an file
  Lán dóċais is gráḋa,
le súiliḃ gan solus,
  le ciúineas gan cráḋ,

'Dul siar ar m'aistear
  le solus mo ċroiḋe,
Fann agus tuirseaċ
  Go deire na sliġe.

Féaċ anso me
  Is m'aġaiḋ ar ḃalla,
Ag seinm ceoil
  Do ṗócaiḃ folaṁ'

## AN DÉIRC.

Naċ gleoite an t-aṁrán so : idir ċainnt agus meadair, tá sé meiḋreaċ geal gáiriteaċ.

Féaċ mar a deineann an coṁ-fuaim deiriḋ (ceannuiḋe, fearr í, leanḃaí, ⁊c.) mar do ḃeaḋ gáire aibiḋ ar ḃárr na teangan. Féaċ leis a éadtruime atá na siollaí go léir ; níl ionnta aċ "a" agus "é" agus "í." Agus tá an ċainnt féin ċoṁ haereaċ geal leis an meadair. Tá an file ag gáire go glé tríd síos leis an smaoineaṁ ait a ṫáinig na ċeann .i.

"Maoiḋimse an déirc is í céird is fearr í."

Aċ deineann sé maiṫ d'á ḟocal go cliste. Naċ cuma dó an bó beiṫ sa ḃféiṫ, ní leis í. Naċ cuma do an ḃáisteaċ ḟill, ní ḋéanfaiḋ sí aon díoġḃáil d'á ġarraiḋe, níl a leiṫéid aige. Naċ cuma dó grian nó gaoṫ, íota nó flosc na diġe, casann an roṫ timċeall i gcoṁnuiḋe.

Mar sin níl san aṁrán aċ greann magaiḋ agus an ḟírinne 'na lár. Cé déarfaḋ áṁ gur san oċtṁaḋ aois déag a cumaḋ é, tá sé ċoṁ geal meiḋreaċ san. Aċ aṁráin agus greann d'á ḟaġas naċ iad díreaċ a ḃeoḋuiġ an spríd agus a neartuiġ an t-anam sa Ġaeḋeal ḃoċt,

ġá ċoiméad slán i naindeoin na nuaċḃár go léir a ġaiḃ leis an aois sin?

An tAṫair Liam Inglis do ḋein (d'éag, 1778).

Meadair an aṁráin:

í — é — í — é
í — é — í — aí.

Maoiḋeaḋ gaċ n-aon a ḟliġe sa traoġal,
Maoiḋeaḋ an ċléir is maoiḋeaḋ an ceannuiḋe,
Maoiḋeaḋ na mílte a maoin 's a réim—
Maoiḋim-se an ḋéirc, isí céird is fearr í.

Ar mo ṫiġeaċt 'na luiḋe ar ṫréad,
An ḃuiḋe sa ḃféit 's na ḣéimġe ag leanḃaí,
Báirteaċ fill is rinn ar ġaoiṫ;
Ó! táim le déirc: ní baoġal dom' ġarraiḋe.

Is sáṁ do ḃím am luiḋe le gréin
Gan suim sa traoġal aċ scléip is scaruiḋeaċt
Gan ċáin gan ċíos aċ m'intinn saor;
'S naċ breaġta an déirc ná céird is ealaḋa!

Lá má ḃím le hiota tréit,
Beaḋ lá 'na ḋéiḋ ag glaoiḋ na gcannaí,
Lá le fíon is airís gan braon;
'S mo ġráḋ-sa an déirc 's an té a ċeap í.

## Ḃean na dTrí mBó.

I gcomparáid le fear na déirce "gan suim sa tsaoġal aċ scléip is starruiḋeaċt," tá bean na dtrí mbó.

Tá árd-ċlú ar an ndán so agus ní naċ iongna é. Tá ana-ġreann ann agus magaḋ agus doiṁneas smaointe. Níl ag an mnaoi aċ na trí ba; mar sin féin masluiġeann sí bean an dá ḃuin.

Magann an file fúiṫi. Tráċtann sé ar a "bólaċt" ar a "saiḋḃreas" agus deineann sé comparáid idir í féin agus slioċt Eoġain Ṁóir agus na sleaċta móra eile. Aċ d'imṫiġeadar uile "a seolta do leigeadar síos." Mar sin ní ṁaireann saiḋḃreas do ġnáṫ. Transit gloria mundi. Rud eile ḋe, do ċonnaic sé uair bean agus "ba ḋá ṁó a ḃeann"!

Tá ana-ḋeise sa ċainnt tríd síos agus tá an magaḋ ċoṁ soilḃir séiṁ san naċ iongna gur seod dár seodaiḃ filíoċta é.

Ní fios cé ḋein.

Meadair an dáin:

Rannuíoċt ṁór aċ gan é ḃeiṫ go ró-ċruinn.

Go réiḋ, a ḃean na dtrí mbó!
Ar do ḃólaċt ná bí teann;
Do ċonnaic mise gan ġó,
Ḃean is ba dá ṁó a beann.

Ní ṁaireann saiḋḃreas do ġnáṫ;
Do neaċ ná taḃair táir go mór;
Ċuġat an t-éag ar gaċ taoḃ;
Go réiḋ, a ḃean na dtrí mbó!

Sliocht Eoġain Ṁóir sa Ṁuṁain,
A n-imteaċt do ḋein clú dóiḃ
A seolta gur leigeadar síos;
Go réiḋ, a ḃean na dtrí mbó!

Clann ġairse Ṫiġearna an Ċláir
A n-imteaċt-san ba lá leoin,
Is gan súil le na dteaċt go bráṫ;
Go réiḋ, a ḃean na dtrí mbó!

Doṁnall ó Ḋún Ḃaoi na long
Ó Súileaḃáin nár ṫím glór
Féaċ gur tuit sa Spáinn le claiḋeaṁ;
Go réiḋ, a ḃean na dtrí mbó!

Ó Ruairc is Maguiḋir do ḃí
Lá i n Éirinn 'na lán beoil,
Féaċ féin gur imtiġ an dís;
Go réiḋ, a ḃean na dtrí mbó!

Síol Ċearḃaill do ḃí teann
  Le na mbeirtí gaċ geall i ngleo,
  Ní ṁaireann aon díoḃ—mo ḋíṫ ! ;
  Go réiḋ, a ḃean na dtrí mbó !

As aon ḃuin aṁáin de ḃreis
  Ar ṁnaoi eile is í a dó
  Do ḋeinis iomarca aréir ;
  Go réiḋ, a ḃean na dtrí mbó !

## CAOI OISÍN I nDIAIḊ NA FÉINNE.

Sa dán so tá Oisín ag caoineaḋ imṫeaċt Ḟinn agus na Féinne—"a n-imṫeaċt-san ba lá leoin."

Nuair a ṫáinig sé tar nais ó Ṫír na nÓg, ní ḃfuair sé éinne acu roimis ná a dtuairisg ann; nuair a ṫug sé cuaird ar a ngnát-lios, ní ḃfuair sé ann aċ fiaḋaile, fliaḋ is neanntóg. D'iompuiġ Pádraig naoṁṫa ón bPágántaċt é, aċ níor oir an troscaḋ fada ná an "cóiṁreaṁ cloċ" do. Ní stadaḋ sé aċ ag caoineaḋ na laeṫeanta ḃí imṫiġte agus fleaḋ is fiaḋaċ is troid na Féinne. Ċímid sa dán so é sa ċill fé ġruaim agus é ag déanaṁ a ġnát-ġearáin. Ní ḃfaiġeann sé a ḋótain le n-iṫe ná le ól agus tá sé go huaigneaċ. Ní ṫuigeann sé Dia ná tugann dó anuas Fionn agus an Ḟiann; ní ṫuigeann sé an ċléir a ṁolann dó an troscaḋ a ḋéanaṁ. Is duḃaċ a smaointe is is cráiḋte.

Sé ba ṁian leis an ḃfile a ḋéanaṁ sa dán so ná sprid na Críostuíoċta (úrnaiġṫe, troscaḋ is séanaḋ na tola) do ċur i dtréan-ċomparáid le sprid na Págántaċta a ṫug saor-ċead do ṁianta an ċuirp.

Ní fios cé dein.

Meadair ana-ḃriste air.

Uċ is truaġ! ón uċ is truaġ!
  Oisín dubaċ sa ċill fá ġruaim!
Uċ cár ṁiste gaċ dít
  Aċ fán Ḟinn is a ṫréan-ṡluaġ!

Uċ dá mbeaḋ Fionn na bFiann
  Agam, a Ḋia, uait anuas,
Lem ré-se ní scarfainn leo
  'S ní beinn i mbrón gan dul suas.

Uċ a Ḋia, má táir i bfeirg
  Ón ngráḋ so beirimse d'Ḟionn
Ní curṫa i bfáṫ mo ġlór;
  Easba ṁór do bainear liom.

Aḋbar mo ċaoi-se mar táim gan treoir
  Gan aṁarc fós gan lúṫ gan réim
Crín-ḟeirgṫe, lom-ċreaṫaċ, direoil
  Im ċuaill ċanóis gan riṫ gan léim.

Tá an neoin anois agam
  Is cá bfuil seaċt gcaṫa na gnáṫ-Ḟéinne?
Is iongna liom cá conair 'na ngabaid
  Is ná tigid fearta dom' ḟéaċaint.

Uċ is mise Oisín mac Ḟinn
  Gan fonn gan ġnaoi ag cóiṁreaṁ cloċ,
Gibé uair do-ġeibim an greim,
  Is fada airís go bfaġaim an deoċ.

Is uċ a Ḋia atáim i ngábaḋ
  Agus an Ḟiann óm ḋáil ar ceal;
D'éistfinn le guṫ na gcliar
  Dá bfaġainn riar mar ba ċeart.

## CAOI ṀIC LIAG I NDIAIḊ BRIAIN

"A Ċeann Cora cá ḃfuil Brian?" Sin caoi ṁic Liag, ollaṁ Briain agus é ag gaḃáil timċeall an raṫa uaigniġ ar port an loċa. "Nó cá ḃfuil an sciaṁ do ḃíoḋ ort?" Freagra ní ḃfaġann sé aċ an ġaoṫ agus mac alla a ċaoi féin.

Ansan i nDiaiḋ a ċéile, ainmniġeann sé laoċra Dál gCais, ag síor-aiṫris a nainm agus ag síor-ċuiṁneaṁ ar a ngníoṁarṫa .i. Murċaḋ snáṁuiḋe na sreaḃ, Donnċaḋ, Cian is Corc. Ċonnaic sé ag imṫeaċt ó ṫuaiḋ iad 'leaṫ ar leaṫ'; aċ cé an méid ḋíoḃ a ḟill air? Cé anoċt le na dtaḃarfaḋ taoḃ? Oċ! is mairg atá beo gan Brian. Is minic a ġairm sé air ċuige go tiġ na séad, ṫug sé riaṁ dó túr a ċupán is a ċorn breac. Brónaċ an smaoineaṁ dó anois é. Mar sin arís, "A Ċeann Cora, cá ḃfuil Brian?"

Mac Liag do ḋein (d'éag, 1016).

Meadair an dáin air:

Rannuíoċt mór.

A Ċeann Cora, cá ḃfuil Ḃrian,
  Nó cá ḃfuil an sciaṁ do ḃíoḋ ort?
  Cá ḃfuil maite ná mic ríoġ
  Fé n-iḃimís an fíon ad ṗort?

Cá ḃfuilid uile, laoċra lonn,
  A Ċeann Cora na ḃfian,
  Cá ḃfuil Dáil gCais na gcolg n-óir,
  Cá ḃfuil na slóigte ḃíoḋ um Ḃrian?

Cá ḃfuil Murċaḋ, mac an ríoġ,
  Fear ná taḃarfaḋ ḃríġ i séad;
  Cá ḃfuil snáṁuiḋe na sreaḃ,
  Cá ḃfuil fear an ċoṁlainn céad?

Cá ḃfuil Donnċaḋ, deaġ-ṁac Ḃriain?
  Cá ḃfuil 'na ḋiaiḋ Conaing caoṁ?
  Ó naċ maireann Cian ná Corc,
  Cé anoċt le na dtaḃarfaḋ taoḃ?

Do ċuaḃadar siúd leat ar leat—
  Na mic ríoġ nár ċreaċ riaṁ cill;
  Ní ḃeaḋ ar doṁan dá n-éis—
  Teasda sin dem ċéill, a Ċinn!

Mic ríoġ do leanfaḋ a lorg,
  Laoċra Dáil gCais na gcolg slim,
  Go ḃfaġainn-se toir nó tiar—
  Oċ! do b'olc an ċiall, a Ċinn.

Brian Bóroimhe, binn le rádh,
  Ionmhuin lámh do bheireadh rinn;
  Túr a chupán 's a chorn mbreac
  Is mairg dom do chleacht, a Chinn!

Is mairg atá beo gan Brian!
  Is me Mac Liag ón linn;
  Dom thogairm go tigh na séad
  Do tugadh sé chéad, a Chinn!

# deiRín dé.

Suantraiġe atá san aṁrán so. Tá an ṁáṫair 'na suiḋe ag luascaḋ an ċliaḃáin agus ag aṁránuiġeaċt go dtuitfiḋ a ċodlaḋ ar an leanḃ. Airiġmíd mar do ḃeaḋ cnagaḋ an ċliaḃáin i mbéimeanna na meadraċta, go mór mór sa "deirín dé, deirín dé." Tá an tiġ ċoṁ ciúin gur féidir grág an ḃunáin agus glór an túirnín lín do ċlos ón ḃféiṫ is ón ḃfraoċ. I mbeagán cainnte, cuireann sí imṫeaċta an lae ḟuaiṁnearaiġ ós cóir ár naigne: na ba do ḋul ṫar tiġ go mall ar maidin agus nuair atá an ġrian fé is an ġealaċ 'na suiḋe, iad do ṫeaċt aniar 'na gceann 's 'na gceann. Sa deire tá geallaṁaint an lae imbáraċ aici do—"aċ codlaḋ go sáṁ go fáinne an lae."

Tá tríd an aṁrán go léir ciúineas na hoiḋċe agus na mion-fuaimeanna, cnagaḋ an ċliaḃáin, agus glór suaiṁnearaċ na máṫar.

Ní fios cé ḋein.

Meadair an aṁráin air:

— x — x — x — é.

Deirín dé, deirín dé!
Tá an bunán donn ag laḃairt sa ḃféiṫ;
Deirín dé, deirín dé!
Tá an túirnín lín amuiġ sa ḃfraoċ.

Deirín dé, deirín dé!
Geoḃaiḋ ba siar le héirġe an lae;
Deirín dé, deirín dé!
Is raġaiḋ mo leanḃ dá ḃfeiġilt ar féar.

Deirín dé, deirín dé!
Éireoċaiḋ gealaċ 's raġaiḋ grian fé;
Deirín dé, deirín dé!
Tiocfaiḋ ba aniar le deire an lae.

Deirín dé, deirín dé!
Leigfead mo leanḃ ag piocaḋ sméar,
Deirín dé, deirín dé!
Aċ codlaḋ go sáṁ go fáinne an lae.

## na coisiṫe.

Níl éinne a ḋúisiġeann as a ċodlaḋ sa ċaṫair ṁóir ná deineann iongna den ṁéid daoine a ḃíonn amuiċ i gcuim na hoiḋċe dorċa. Tá diaṁaireaċt éigin ag baint leis. Airiġeann sé ar dtúis an coiscéim i ḃfad uaiḋ i lár an ḃaile ċiúin. Airiġeann sé ag dul i naoirde is i dtreise é, tá sé lasmuiċ den tiġ, tá sé ag gaḃáil tar bráid, tá sé imtiġṫe i gciúine airís. Cé hiad na coisiṫe seo? An daoine iad nó taiḋḃsí?

Deineann an file iongna ḋíoḃ leis agus sgríoḃann sé an duan so atá ċoṁ ciúin uaigneaċ leis an oiḋċe féin.

Liam S. Gógan do ḋein.

Meadair air:

— — — — — — — (seaċt siollaí).

— — — — — ú (sé siollaí).

I gcuim na hoiḋċe cloisim iad
  Na coisiṫe ar siuḃal ;
Airiġim iad, ní ḟeicim iad
  Ní ḟios cá mbíonn a gcuaird.

I gcuim na hoiḋċe dorċa
  Is an uile ní 'na suan,
Airiġim teaċt na gcoisiṫe
  I lár an ḃaile ċiúin.

An daoine iad naċ sona ḋóiḃ,
  Nó anama i bpúnc
Naċ aoiḃinn ḋóiḃ an t-ionad san
  'Na gcoṁnuiġiḋ go buan ?

I gcuim na hoiḋċe dorċa
  Is cáċ 'na toirċim suain,
Seaḋ ċloisim-se na coisiṫe
  Ag teaċt 's ag imteaċt uaim.

# Tiġ Molaga.

Seo coisiḋe i gcuim na hoiḋċe agus is eol dúinn fios fáṫa a sgéil. Sé a ṁaċtnaṁ géar brónaċ ar coraiḃ cruaḋa an tsaoġail a ċoimeaḋann amuiċ é.

Tá sé ag siuḃal roimis cois tráġa ag maċtnaṁ san oiḋċe ċiúin réaltannaċ. I ngan fios do féin, deineann sé ar sean-ḟotraċ Ṫiġe Molaga atá suiḋte cois tuinne. Nuair árduiġeann sé a ċeann, tá an seanaḋoras roimis. Buaileann sé isteaċ. Sin é an tiġ aoiḋeaċta le na ais, tá suiḋeaċán cloiċe ar a ṫaoiḃ ar a suiḋeaḋ na manaiġ agus na teastailiġ róiḋ. Tá an túr árd os a cóir agus na fallaí loma. Ċíonn sé an t-éiḋneán ag eascar ar an stuaiġ is an neanntóg ruaḋ san urlár úir, airiġeann sé tafann caol na sionnaċ seang agus crónán na n-eas sa ċlúiḋ. Fuaim eile ní clos do.

Mar a nglaoḋaḋ an fuiseog ṁoċ
Don ċléir ag canaḋ na dtráṫ,
Níl teanga ag corruiḋe anois
Aċ teanga ġliogair na gcág.

Síneann sé é féin ar an bforaḋ agus tuiteann na deora ḋ'á ṡúil, le huaigneas agus le brón.

Tá ana-ċoṁaċt sa dán so. Is dóċa gurab é an duan mór is déiḋeanaiġe a cumaḋ sar ar ṫáinig an meaṫ go léir ar an nGaoluinn, é. Ní

déarfaḋ éinne go mbeaḋ coṁartaí an báis ar an litríoċt ar ar ṗréaṁuiġ sé seo. Ní féidir, ar a léiġeaḋ-seo do ḋuine, gan cuiṁneaṁ ar an *Elegy in a Country Churchyard* agus deirtear gurab aṁlaiḋ a léiġ sagart éigin an dán san don ḟile á iarraiḋ air Gaoluinn do ċur air. Aċ do ḋein an file níos fearr é. Níl baint ag an nDán so leis an gceann eile aċ an tiodal: iarraċt fé leiṫ seaḋ é ar an aḋbar céadna .i. maċtnaṁ an duine i reilig nó i bfoṫraċ cille. Ba ṡuimeaṁail an ní é comparáid do ḋéanaṁ idir an dá iarraċt.

Curtar i leiṫ Seáin uí Ċoileáin (1754-1817).
Meadair an dáin air:
Rannuíoċt mór aċ gan é beiṫ go cruinn.

Oiḋċe dom go doilg ḋuairc
Cois fairrge na dtonn dtréan
Ag léir-ṡmaoineaṁ is ag luaḋ
Ar ċoraiḃ cruaḋa an tsaoġail.

Ḃí an ré is na réalta suas,
Níor ċlos fuaim tuinne ná tráġa
Is ní raiḃ gal ann den ġaoiṫ
Do ċriṫfeaḋ bárr crainn ná bláṫ.

Do ġluaiseas ag maċtnaṁ am aon
Gan aire agam ar raon mo ṡiubail,
Doras cille gur ḋearc mé
Sa ċonair réiḋ ós mo ċionn.

Do stad me sa doras trean
'Nar ġnáṫ almsain is aoiḋeaċt
Dá ndáil don loḃar is don lag
An tráṫ do ṁair luċt an tiġe.

Ḃí forad fiar ar a ṫaoiḃ—
Is cian ó cuireaḋ i gcló—
Ar a suiḋeaḋ saoiṫe is cliar
Is taistealaiġ triallta an róid.

Ṡuiḋ mé síos le máċtnaṁ lán,
Do leigeas mo láṁ fé'm ġruaḋ
Gur tuit frasa diana déar
Om' dearc ar an ḃféar anuas.

Aduḃairt me ansan fé ḋiṫ
Is me ag caoi go cuṁaċ:
Do ḃí aimsir ann 'na raiḃ
An tiġ seo go soilḃ subaċ.

Is ann do ḃí cluig is cliar,
Dréaċta is diaḋaċt dá léiġeaḋ,
Córaí, céadal, agus ceol
Ag molaḋ mórḋaċta Dé.

Fotraċ folaṁ gan áird
An t-árus so is aosta túr;
Is mó easgal agus gaot
Do ḃuail fé ṁaol do ṁúr.

Is mó feartainn agus fuaċt
  Is stoirm cuain ċuiris ḋíot
  Ó tíoḋlaiceaḋ ṫu ar dtúis
  Do Rí na nDúl mar ṫiġeas.

Is uaigneaċ ataoi anoċt,
  Níl ionnat córaí ná ceol
  Aċ screáċaḋ na gceann-cait
  I n-ionad na sailm soġail.

Eiḋneán ag eascar id stuaiġ,
  Neanntóg ruaḋ id urlár úir
  Tafann caol na sionnaċ seang
  Is crónán na neas id ċlúid.

Mar a nglaoḋaḋ an ḟuiseog ṁoċ
  Dod' ċléir ag canaḋ na dtráṫ,
  Níl teanga ag corruiġe anois
  Aċ teanga ġliogair na gcág.

Tá do ṗroinnteaċ gan ḃia,
  Do ṡuain-lios gan leaba bláiṫ,
  Do tearmonn gan ioḋbairt ċliar
  Ná aifreann do Ḋia dá ráḋ.

D'imṫiġ do luam is do riaġail,
  Is do ċualaċt fé ċian-ċráḋ!
  Oċ! ní ḟionnaim anois féd' iaḋ
  Aċ carnán criaḋta cnáṁ.

# Marḃna Oilifeír Grás.

Sa ṁarḃna so, caoineann an file Oiliféar Grás ó Ḃaile na Cúirte i gCo. Cill Coinniġ a fuair bás sa ḃliaḋain 1604 i mbláṫ a óige. . . .

Tá cling na marḃ leis an ngaoiṫ, mar do ḃí go minic, is baoġalaċ, insna bliaḋanta úd. Tuigimíd an t-uaṁan a ṫagann ar an ḃfile, ar ċlos na gcling do, go mór mór nuair deireann sé go hobann,

An duitse, a uasail óig mo ċroiḋe
Do screaḋ go duḃaċ an ḃean siḋe?

Ansan nuair a ġeiḃeann sé an teolas, nuair a ṫuigeann sé gurab é an t oiġre uasal óg atá imṫiġṫe, ní hiongna linn an racṫ guil do ḃreiṫ air. Díriġeann sé ar an mbás féin

Mo nuar, níor ḟásaṁ air de ḃuaiḋ
Gan ċeap ár ndaoine dul san uaiġ.

Aċ an fíor é? an féidir duine ċoṁ hóg ċoṁ huasal do sciobaḋ mar sin, saiġdiúir ba ṫeann i spéirling, fiaguiḋe lúṫṁar, síol na gcuraḋ, agus ná feicfear arís é? Oċ is truaġ agus is tubaisteaċ é mar sgéal!

Simpliocṫ agus fíor-ṁoṫúċán doiṁin seaḋ na

tréiṫe a ḃaineann a ċlú amaċ don amrán uasal so. Tá gnáṫ-ṡuiḋeaṁ an ṁarḃna ar an dtosaċ gan amras ; an ḃean siḋe, an fiaċ duḃ le glór garḃ, an coileaċ 'na tost, an lá 'na oiḋċe. Aċ an toċt croiḋe agus an raċt guil atá ar an ḃfile ar ḃás an oiġre uasail óig, tá a ndaṫ-san ar an uile líne. Is léir mar adeireann sé gur ċun a ċroiḋe féin do ṡásaṁ a scríoḃ sé é.

Solas an dáin ní práinn dod clú
Aċ coṁréilfiḋ go hárd mo ċuṁa,
Ag sileaḋ dom deor ré ḋeire gaċ laoi
Ar tuamba an ċuraiḋ do ċráiḋ mo ċroiḋe.

Seán mac Ḃáitéir Ḃreaṫnaiġ do ḋein (fl. 1600).

Meadair an amráin air :
— x — x — x — í.
— x — x — x — í.

Tá cling na marḃ leis an ngaoiṫ,
Monuar is teaċta bróin dúinn í ;
Tá an fiaċ duḃ le glór garḃ
Ag fógraḋ uaire an duine ṁairḃ.

An duitse, a uasail óig mo ċroiḋe,
Do screaḋ go duḃaċ an ḃean siḋe ?
I meaḋon ciúin-uaigneaċ oiḋċe
Is cuṁaċ do ḃí sí ag éagcaoineaḋ.

D'ḟreagair í gaċ múr is balla
Go duḃaċ duairc le mac-alla ;
Níor ġlaoiḋ an coileaċ mar ba ġnáṫ
'S níor ḟógair dúinn am ná tráṫ.

Uċ, a 'Liféir óig mo ċroiḋe,
Is é do ḃás atá sí ag caoi,
Is é do ḃeir an lá 'na oiḋċe,
Is é do ḃeir an cuṁa ar ḋaoiniḃ.

Níl againn anois, mo ḃrón !
I náit an traoi aċ caoi is deor' ;
Sileaḋ deor is gol is caoi
Fearta dúinn is briseaḋ croiḋe.

Uċ, a ḃáis, do leag tú ċoiḋċe
Ḃláṫ is scéiṁ ár ngéige is aoirde :
Monuar, níor ḟáraṁ air de ḃuaiḋ
Gan ċeap ár ndaoine dul san uaiġ.

I spéirling lann ba ṫeann a láṁ
Ag cosaint cirt a ġaoil 's a ḋáiṁ,
Fé ṁeirge a aṫar uasail féin
Is Urṁuṁan do fuair clú i gcéin.

Ní leanfaiḋ sé an fiaḋ go deo
Fé ġleanntaiḃ duḃa ná sléiḃtiḃ ceoiġ ;
Ní cluinfear a aḋarc go binn ag séideaḋ
Ná guṫ a ġaḋair ar ḃeinn an tsléiḃe.

Ní feicfear é ar luaiṫ-eaċ óg
Tar claiḋe is fál ag déanaṁ róid ;
Tá claoċló ar a ṁaise go deo,
Is ar a ṁórḋaċt do ṫuit trom-ċeo.

Solas an dáin ní ṗráinn dod' ċlú ;
Aċ coṁréilfiḋ go hárd mo ċuṁa,
Ag sileaḋ dom deor fé ḋeire gaċ laoi
Ar tuamba an ċuraiḋ do ċráiḋ mo ċroiḋe.

# caoin tu féin.

An smaoineaṁ atá sa dán so, tá sé coit-ċeannta go leor ag úġdaraiḃ ó tosaċ an tsaoġail: cá tairḃe ḃeiṫ ag caoineaḋ an té d'imtiġ nuair is gearr go mbeiḋ orrainn féin imteaċt mar iad. Dá ḃríġ sin,

Caoin tú féin a ḋuine ḃoiċt;
Do ċaoineaḋ ċáiċ coisc do ṡúil.

Aċ ní hé an smaoineaṁ bun ná bárr na filíoċta aċ an cuma 'na ndeirtear an smaoineaṁ sain. Agus tá an dán solamanta so 'na ṡompla den ḟilíoċt uasal a cumtaí an ḟaid is a ḃí scoileanna filíoċta i ḃfeiḋm i nÉirinn.

Tá uaisleaċt agus árd-ṡimplíoċt cainnte sa dán so agus tá an ceol go caoin uaigneaċ. Deirtear gur scríoḃaḋ é mar ḟreagra ar ḟile eile a ḃí go croiḋe-ḃrúiġte taréis ḃáis a aon-ṁic.

Seaṫrún Céitinn do ḋein (1570-1646).

Meadair an dáin air:
Rannuíoċt ṁór.

Caoin tú féin, a ḋuine ḃoiċt,
Do ċaoineaḋ ċáiċ coirp do ṡúil ;
Ná caoin inġean, ná caoin mac
Dá gcuireaḋ sé ḃrat i núir.

Caoin ar dtúis do ṗeacaḋ féin
Ré ndul ins an gcré doḋ' ċorp ;
Caoin, ó's éigin duit a híoc,
An ṗáis fuair Críost ar do ṡon.

Caoin ar ḟuiling ar do scáṫ
Críost, do ċeannuiġ cáċ i gcrann ;
Caoin a dá láiṁ 's a dá ċois
Is a ċroiḋe do scoilt an dall.

Ar ṡléiḃ Ṡióin lá na sluaġ
Buḋ duiḃe ná gual do ġné,
Anois giḋ áluinn do ċruṫ,
Muna gcaoinir 'ḃfus tú féin.

Teaċtaire Dé, ó's é an bás
Dá raiḃ ort-sa 'na ċás ċruaiḋ
Do ḋéanfaḋ tu t'aiṁleas féin
Is aiṁleas an té do ċuaiḋ.

Truaġ sin, a ḃoċtáin gan ċéill ;
Dá dtuigṫeá tu féin mar taoi
Do leigfeá do ċaoineaḋ ċáiċ
'S do ḃeiṫeá go ḃráṫ ag caoi.

## Fada liom do teaċt.

Is mó file ċuir fáilte roim 'sean-eaċlaċ Dé' an bás, nuair a ḃí tuirse an tsaoġail ag luiġe air. Agus cé air go luiġeann sé ċoṁ dian agus a luiġeann ar na filiḃ? Dá áilne leo an doṁan is eaḋ is déine orṫa an gníoṁ gránna, nó an focal éagcórṫa nó an ṗian ṗearsan.

Féaċ na hainmneaċa a ṫugann an file ar an mbás; siolla ar an ngaoiṫ, coiscéim naċ trom, láṁ sa doirċeaċt is eaḋ é. Tá gaċ ceann acu go cóir cruinn aċ mar sin féin cuirid ar criṫ sinn. Níl a sárú-san le faġáil sa leaḃar so le hárd-saṁluíoċt agus le simplíoċt.

Pádraig mac Piarais do ḋein (1879-1916).

Meadair an dáin air:

Deaċnaḋ mór.

Fada liom do teaċt
A ṡean-eaċlaiġ Dé,
A ċara na gcarad,
Dom' scaraḋ lem' ṗéin!

A Ṡiolla ar an ngaoiṫ,
A Ċoiscéim naċ trom,
A Láṁ sa doirċeaċt,
Ḃúr dteaċt is fada liom.

# PAIDIR.

Seo paidir de ṗaidreaċaiḃ na ndaoine atá go sár álainn idir smaoineaṁ agus caint.

Féaċ a ṡimplioċt a ċurtar síos ar ḃeata an duine ó ḟás go haois, ó aois go bás, ó ḃás go críoċ naċ críoċ aċ at-ḟás. Féaċ leis a uaisleaċt atá an smaoineaṁ: ag Dia an foġṁar agus aige gaċ síol dá ḟuaraiġe atá ann; ag Dia an ṁuir agus aige gaċ iasc dá snáṁann ann. Tá spríd na sailm san smaoineaṁ sin. As san tagann an dá sár-íoṁáiġ: i n ioṫlainn Dé go dtugtar sinn, agus i líontaiḃ Dé go gcastar sinn. Ní h-uaisleaċt go dtí an paidir seo.

Ní fios cé dein.

Meadair an aṁráin air:

— x — x
— x — x

Ag Críost an síol,
  Ag Críost an foġṁar:
I n ioṫlainn Dé
  Go dtugtar sinn.

Ag Críost an ṁuir
  Ag Críost an t-iasc:
I líontaiḃ Dé
  Go gcastar sinn.

Ó ḟás go haois
  Is ó aois go bás,
Do ḋá láiṁ, a Ċríost,
  Anall ṫarainn.

Ó ḃás go críoċ
  Naċ críoċ aċ aṫ-ḟás,
I bPárrṫas na ngrást
  Go raḃmíd.

# AIṪRIĠE.

Ba ġnáṫ leis na filiḃ duan aiṫreaċais mar an ceann so do sgríoḃaḋ i ndeire a saoġail; aċ is beag duan acu a tagann ċoṁ díreaċ ó ċroiḋe leis an gceann so.

Sé buaḋ fé leiṫ ġaḃann leis áṁtaċ ná na hioṁáġṫa breaġṫa atá ċoṁ nádúrṫa san tríd síos. "Do ċríon mo ḃláṫ," "d'éaluiġ an lá is níor ṫóg mé an fál." Agus tá an ceaṫrú ḃéarsa go mór mór, go hana-ṁaiṫ. Níor ḃain ár ḃfilí puinn leis an ioṁáġṫaċt cainnte seo agus sin cúis go dtaiṫniġeann an ceann so ċoṁ mór le duine.

Antoine Ó Reaċtúire (Rafterí) do ḋein (1784-1835).

Meadair an aṁráin air:

— x — — x — — x — á
— x — á — x — ú

A Rí tá ar neaṁ is do ċruṫuiġ Áḋaṁ
'S do ċuireas cás i bpeacaḋ an uḃaill,
Ó screadaimse ort anois is ós árd
Óir is leo' grása tá me ag súil !

Tá me i naois is do ċríon mo ḃláṫ
Is iomḋa lá mé ag dul amú ;
Do ṫuit mé i bpeacaḋ anois naoi dtráṫ
Aċ tá na grása ar láiṁ an Uain.

D'éaluiġ an lá is níor ṫóg me an fál
Nó gur iṫeaḋ an bárra 'nar ċuir Tu dúil
Aċ a Árd-Rí an Ċirt, anois réiḋ mo ċás
Is le sruṫ na ngrása fliuċuiġ mo ṡúil.

Is cuaille gan ṁaiṫ me i gcoirnéal fáil
Nó is cosṁail le báḋ me a ċaill a stiúr
Do ḃrisfí isteaċ i-naġaiḋ carraig na trága
'S do ḃeaḋ dá ḃáḋaḋ 'sna tonntaiḃ fuar.'

Anois tá me i n-aois is ar ḃruaċ an ḃáis
'S is gearr an spás go dtéiġeaḋ i n-úir ;
Aċ is fearr go déiḋeanaċ ná go bráṫ
Is fógraim páirt ar Rí na ndúl.

## SLÁN DÉIRDRE LE hALBAIN.

Déirdre do ċan an dán so agus a long ag gearraḋ na sliġe anoir ó Albain. Is duḃaċ a ḃí a smaointe. Ba ṡáṁ slán an tamall do ċaiṫ sí i nAlbain le Clann Uisniġ; ḃíodar ag filleaḋ ar Éirinn anois fé ċuireaḋ an Árd-rí. Aċ níorḃ iontaoiḃ léi Conċuḃar mac Neasa ná a ġeallaṁaintí, ba léir di go ḃfaiġeaḋ sí féin agus Clann Uisniġ fód a mbáis i nÉirinn aċ ní éistfeaḋ Naoise léi. D'imṫiġeadar siar agus ċuir Déirdre a beannaċt leis an dtír tar druim na fairrge:

Soraiḋ soir go hAlbain uaim!

Tá dá nóta aici sa dán .i. a áilneaċt atá an tír féin-Alba go na hiongantaiḃ-agus a aoiḃneas a ḃí a saoġal féin tall le Naoise. Tá an dá nóta san fiġte ar a ċéile aici. Ní féidir léi cuiṁneaṁ ar áilneaċt Gleann Eitċe gan cuiṁneaṁ leis gur ann do ṫóg sí a céad tiġ.

Cois fairrge is mó a ḃídís, ar imeall cuain, i gcuas gleanna, fé scáṫ na mbeann. Luaḋann sí Dún Fioḋa agus Coill Ċuain agus Draiġinn ós tréan-tráiġ; agus is leor dúinn na hainm-neaċa féin ċun pictiúir na háite do léiriú ós

cóir na haigne. Nuair a ṁolann sí Gleann Masáin, ċímíd an t-inḃear mongaċ agus an ċreaṁ-ċoill árd agus na garáin ġeala, agus nuair a ṁolann sí Gleann Eitċe, ċímíd na coillte ós a ċionn dá ndeargaḋ sé solas na maidne. Dá ḃríġ sin ġeiḃmíd radarc iongantaċ ar an sean-doṁan nuair do leaṫ na coillte tar druim na mbeann agus gur ċaiṫ na daoine a saoġal sa tseilg i ḃfiaḋantas na gcnoc. Agus de toraḋ an tsaoġail sin, is géar a ḟéaċaidís ar an áilneaċt a ḃí na dtimċeall agus ḃíoḋ cluas le héisteaċt acu i gcoṁnuiḋe riaṁ le gaċ fuaim a ṫagaḋ ċuċa as béal na uaignis.

Gleann dá ruaḋ ón Gleann dá ruaḋ
Mo ċion gaċ aon ḟear dár dual;
Is binn guṫ cuaiċe ar ċraoiḃ ċruim
Ar an mbeinn ós Gleann dá ruaḋ!

Ní fios cé dein.

Meadair an dáin air:
Rannuíoċt is mó atá ann.

Soraiḋ soir go hAlbain uaim!
Maiṫ radarc a cuan 's a gleann--
Mar mbíoḋ clann Uisniġ ag seilg
Aoiḃinn suiḋe ós leirg a beann!

Ionṁuin tír an tír úd toir
  Alba go na hiongantaiḃ!
  Is ní ṫiocfainn aisti i leiṫ
  Muna dtiocfainn le Naoise.

Ionṁuin Dún Fioḋa is Dún Fionn
  Ionṁuin an dún ós a gcionn—
  Ionṁuin Inis Draiġinn de
  Is ionṁuin liom Dún Suiḃne!

A Ċoill Ċuain ón a Ċoill Ċuain
  Mar a dtigeaḋ Naoise uair—
  Ba ġairid liom do ḃíos ann
  A's Naoise i nIarṫar Alban!

Gleann Laoġ ón i nGleann Laoġ
  Do ċodlainn fá'm earraḋ caoṁ!
  Iasc is oir-ḟeoil is saill bruic
  Ba hí mo ċuid i nGleann Laoġ!

Gleann Ṁasáin ón Gleann Ṁasáin
  Árd a ċreaṁ, geal a ġasáin—
  Do ġnímís codlaḋ corrac
  Ós inḃear mongaċ Ṁasáin!

Gleann Éitċe ón Gleann Éitċe,
  Ann do ṫógas mo ċéad-tiġ:
  Áluinn a fiḋ iar néiriġe
  Buailte gréine i nGleann Éitċe!

Gleann Arċaoin ón Gleann Arċaoin
Ba hé an gleann díreaċ dróm-ċaoin—
Níorḃ uaiḃriġe fear a aoise
Ná mo Naoise i nGleann Arċaoin!

Gleann dá ruaḋ ón Gleann dá ruaḋ
Mo ċion gaċ aon ḟear dár dual;
Is binn gut cuaiċe ar ċraoiḃ ċruim
Ar an mbeinn ós Gleann dá ruaḋ!

Ionṁuin Draiġinn ós tréan-ṫráiġ
Ionṁuin uisge ós gaineaṁ glain!
Ní ṫiocfainn aiste anoir
Muna dtiocfainn lem' ionṁuin!

Cá hiongna cion agam féin
Ar ċríċ Alban ba réiḋ ród!
Ba ṡlán mo ċéile 'na measg,
Ba liom féin a heiċ 's a hór!

## SLÁN LE MÁIĠ.

Má's ceol, fíor-ċeol, an liric, ní féidir fili na hoċtṁaḋ aoise déag do ṡárú i gcumaḋ an liric.

Seo slán Aindréis ṁic Ċraiṫ leis an Máiġ agus le na cáirde is a ċoṁ-ḟilí ann. Tá sé breoite riaṁ ó seolaḋ ċun uaignis é. I ndúṫaiġ eile ná taiṫneann leis (i naice Baile an Ḟaoitiġ —mór an ainm—)

I mbárr an tsléiḃe gan aon, monuar,
Im páirt aċ fraoċ is gaoṫ aduaiḋ

cuireann sé a ṡlán abaile. Á, dá mbeaḋ sé ṫar nais cois Máiġe arís i gcoṁluadar na bfilí! an spórt a ḃeaḋ acu, na haṁráin a ḃeaḋ ar siuḃal acu! Aċ san áit 'na ḃfuil sé, tá sé gan sult gan seod gan spórt gan spionnaḋ, agus nuair a ṫéiḋeann sé ar an sráid féin ann, bíonn sé mar iongna saoġalta ag na daoine, mar éan ar cuaird agus na mná go léir ag pléiḋe 'na ṫaoḃ sa leaṫ-ḋoras.

Cá háit, cé hé, cá taoḃ nár ġluais. Oċ oċón an file boċt!

Aindrias mac Craiṫ (an Mangaire Súgaċ) do dein (D'éag timċeall 1776.)

Meadair an aṁráin air:

á — é — é — ua.

Slán is céad ón dtaoḃ so uaim
Cois Máiġe na gcaor, na gcraoḃ, na gcruaċ,
Na stát, na séad, na saor, na sluaġ,
Na ndán, na ndréaċt, na dtréan gan ġruaim.

Slán go héag dá saor-ḟear suairc
Dá dáiṁ, dá cléir, dá héigs', dá suaḋ
Dom' ċáirde cléiḃ gan ċlaon gan ċluain
Gan ċáim, gan ċaon, gan ċraos, gan ċruaḋas.

Slán dá éis dá béiṫe uaim
Dá mná go léir, dá scéiṁ, dá snuaḋ
Dá gcáil, dá gcéill, dá gcéim, dá gcuaird
Dá bpráisc, dá bpléiḋe, dá méinn, dá mbuaiḋ.

Is fánaċ faon me, is fraoċṁar fuar,
Is tám-lag tréiṫ is is taomaċ truaġ
I mbárr an tsléiḃe gan aon, monuar,
Im páirt aċ fraoċ is gaoṫ aduaiḋ.

Don tsráid nuair téiḋim mar éan ar cuaird,
Ní háil leo mé is ní réiḋid lem' ċluain ;
Bíd mná le ċéile ag pléiḋe, dá luaḋ
'Cá háit, cé hé, cá taoḃ 'nar ġluais ?'

Uċ, uċón, is breóiṫe mise
Gan cuid, gan ċóir, gan ċóip, gan ċiste,
Gan sult, gan seod, gan spórt, gan sprionnaḋ
Ó seolaḋ mé ċun uaignis.

# MO ḂEANNAĊT LEAT, A SGRIḂINN.

Slán an Ċéitinnig le hÉirinn atá sa dán uasal so. Ḃí sé 'na ṁac léiġinn sa ḃFrainnc agus é ag sgríoḃaḋ ċun a cáirde i nÉirinn nuair a ċúm sé an beannaċt so le breit ag an sgríḃinn uaiḋ mar adeir sé

Siar tar drom-ċlaḋ na dileann.

Timċeall 1603 a ċúm sé é. Ní hiongna mar sin go gcuiṁniġeann sé ar fóirne fraoċda na nGall atá san inis naomṫa neamboċt. Aċ is ar na Gaeḋil féin is mó atá a ċuiṁneaṁ agus ar an dtír, na máġa míne, na coillte fé torṫaiḃ, na tulċa aonaiġ, na craoḃaċa croma. . . .

Agus níor ḃfada gur ḟill sé tar sáile ċúċa mar beanna, "giḋ gnát a dteanna dearga." agus gur ḟuiliġ sé a ċion féin leis de ḃárr a ġráḋa dóiḃ.

Seaṫrún Céitinn do ḋein (1570-1646).

Meadair an dáin air:

Rannuíoċt beag.

Mo ḃeannaċt leat, a sgríḃinn,
Go hinis aoiḃinn Ealga!
'S truaġ naċ léir dom a beanna
Giḋ gnáṫ a dteanna dearga!

Slán dá huaisle is dá hoireaċt,
Slán go roi-ḃeaċt dá cléirċiḃ,
Slán dá bantraċtaiḃ caoine,
Slán dá saoiṫiḃ re héigse!

Mo ṡlán dá máġaiḃ mine,
Slán fé ṁile dá cnocaiḃ,
Mo' ċean don té tá innti,
Slán dá linntiḃ 's dá loċaiḃ!

Slán dá coilltiḃ fá ṫorṫaiḃ,
Slán fós dá corṫaiḃ iasgaiġ,
Slán dá móintiḃ 's dá bántaiḃ,
Slán dá ráṫaiḃ 's dá riasgaiḃ!

Slán óm ċroiḋe dá cuantaiḃ,
Slán fós dá tuarṫaiḃ troma,
Soraiḋ dá tulċaiḃ aonaiġ,
Slán uaim dá craoḃaiḃ croma!

Giḋ gnáṫ a fóirne fraoċḋa
I ninis naoṁṫa neamḃoċt,—
Siar tar drom-ċlaḋ na díleann
Beir, a scríḃeann, mo ḃeannaċt!

# foclóir.

## a.

acfuinn, capability, power over, wealth.
áiġ, valiant, victorious, noble.
aiġneas, dispute, contention, conversation.
aiṁleas, disimprovement, loss.
ainḃfios, ignorance.
aindeise, wretchedness, calamity.
ainnir, maiden.
airm-neart, strength in weapons.
aisioc, repayment, restitution ; restoration.
aistideaċt, movement, playing pranks.
ait, b' ait leis, he would enjoy.
aitċim, I beg.
aiteall, joy, gladness.
aiṫreaċas, repentance, penance. Also aiṫriġe.
almsain, alms.
alt, an ankle.
anaċain, harm, calamity.
anḃfann, weak, exhausted.
anró, misery, distress, persecution.
aoideaċt, hospitality.
aon tiún, single tune.
árann, a ċara na n-á, friend of my very heart.
ársaide, ancient, remote, venerable.
árus, dwelling house, abode.

## b.

baċall, curl.
bacán, handle, treadle of a spade.
bantraċt, womenfolk.
baois, silliness, folly.

baoth, silly, foolish.
bárr-uaisle, highest nobility.
beacht, exact, perfect; go ro-bheacht, particularly.
beann, heed.
beann, mountain peak, headland; gable; horn.
beannach, horned, gabled.
beart, a deed; b. do réir ár mbriathar, 'truth on our lips.'
béithe, bé, a woman, maiden.
beith, birch tree.
beo-ghuib, with lively beak, singing briskly.
biolar, watercress.
biseach, increase, profit.
bith, world; existence. sa mbith, in the world.
bladaireacht, flattery.
bochtán, poor person.
bodaig, churls (the planters).
bólacht, wealth, abundance, of cattle.
bolgach, boil, blister, small-pox.
borradh, swelling.
branar, fallow field.
brat, cloak, shroud for the dead.
bratach, standard.
bradach, thieving. Bill Bradach, William III.
bré, a brae.
bréagaim, coax, entice, soothe.
brídeach, maiden, bride.
brígh, strength, virtue; meaning; ná tabhairfeadh brígh i séad, who set no value on jewels, was open-handed.
brúchtaim, gush forth.
bruic, badgers.
buacach, high-headed, proud, towering.
buaint, reaping, cutting off, destroying.
buidhe, a buidhe le Dia, thank God for it.
bullán, bullock.
bunán, bittern.

## C.

cab, the mouth.
cadan, wild goose, barnacle goose.
cág, jackdaw.
caibidiol, chapter of an order, cathedral chapter.
cáim, fault, blemish.
caise, torrent.
canrán, chattering, wrangling.
caoi, weeping, lamenting.
caoin, gentle, mild, smooth.
caoinim, I lament, I keen.
caoṁ, mild, fair, gentle.
caon, concealment (?).
cartad, clear away, fling out, expel.
cás, case, sad plight. Ní cás liom, I am not troubled with. Go raiḃ ort 'na ċás cruaiḋ, if you were to grieve at it. Ċuireas cás i bpeacaḋ an uḃaill, who payest regard to the sin of the apple.
casta, casaḋ (gen.), of returning.
cead, permission. Cuir-se gaċ ní 'na ċead, defer to him in everything.
céadal, singing, chanting.
ceasraċ, active, nimble.
ceal, neglect, want. Ná leig an tsliġe tar ceal, don't forget or neglect the (right) way. Óm ḋáil ar ceal, absent from my society.
ceall, cill, a church, a cell.
cean, mo ċean, success attend.
ceann cait, owl.
cearc fraoiċ, grouse.
ceas, grief, fear, dread.
céasaim, torment, afflict.
céim, step, rank, dignity, style. Céimsíos, down stepping decline.
ceolra, musicians.

ciaċ, oppression, woe, anxiety.
claoċlóḋ, a change.
claoiḋim, defeat, oppress. Claoiḋim le, I cling to.
claon, perverse, deceitful, prejudiced. Also noun.
cléir, cliar, clergy, bards, the learned.
cling, peal of bells ; a knell ; ring of the axe.
cluain, flattery, deception, wheedling.
cnáb, hemp.
coiṁdeaċt, escort, attendance.
cóiṁreaṁ, counting. Cóiṁreaṁ cloċ, saying the beads.
coinniḃ, keep.
coir, crime.
coirrċeann, falling down, *i.e.*, the overthrow of Mac Tréin who inflicted loss and slaughter on the Fianna.
colg, sword-handle, sword.
coll, hazel.
coṁḃáiḋ, sympathy.
coṁlann, combat, battle, duel.
coṁréilfiḋ, it will emblazon.
conair, path, beaten way.
cor, coraiḃ an tsaoġail, vicissitudes of life.
cór, choir.
cora, weir. Corċaiḃ iasgaiġ, fishing weirs.
corraċ, fitful, broken.
corr glas, heron.
cráḋ, torment, anguish.
crann, shaft, yoke.
craos, greed. Ba ċraos ċun seasaiṁ, fierce, furious.
cré, clay.
creabar, woodcock.
creaṁ, garlic.
creaċ, plunder.
creidṁeaċ, believers, faithful.
criadta, clayey, earthen.
crín-ṡeirgte, withered up and perished.

cruit, a harp.
crutuiġim, I prove, I show.
cuaċ, a cuckoo (dim., cuaiċín).
cuaċ, a drinking bowl, goblet.
cuaill canóis, a sapless trunk (?)
cuaille, a stake, post, pole.
cuas, a hollow, a recess.
cuileann, holly tree.
cuim (com), waist, middle.
cuṁa, grief.

## D.

dáil, meeting, tribe.
dáilim, I distribute, I share.
dáiṁ, poets (dáṁ).
daingean ċuaiḋ i ndaingin orm, I find hard to solve.
daingniġim, I establish, make fast.
dair, oak tree.
dán, song, poem ; dán díreaċ, a metrical system requiring a fixed number of syllables to each line and certain vowel and consonant concordance ; in contrast with the aṁrán which depends on vowel stresses.
dán, fate. i ndán, in destiny for.
dánaċt, boldness, familiarity with.
danaid, grief, distress.
deaġ-ṡíon, fine weather.
deallruiġim, I shine.
déar, a tear, a drop (deor).
dearcaim, I behold, consider.
deiṁin, certainty. Deiṁin scéil an eoin, if you knew the history of the bird truly.
deiseal, towards the right hand.
deoin, will, consent.
diaḋaċt, divinity, theology.
diaṁar, secret, mysterious.

dias, an ear of corn (déise).

dias, two persons (also dís).

dile, deluge (also dileann).

diomḃáḋ, sorrow, disappointment.

direoil, miserable, wretched (also deireoil).

diṫ, loss, want. Diṫ gaċ sléiḃe, every mountain however barren.

diṫċur, subduing; sorrow, trouble.

diúltaim, I deny, refuse, renounce.

doḃrán, an otter.

doilg, sad, sorrowful.

dolaiḋ, harm, damage.

dólásaċ, grief-stricken, melancholy.

dramanna, drams, drinks.

draoi, a magician.

dréaċt, a song, a poem.

dreas, a turn, a bout. Also greas.

dromċaoin, gentle backed.

drom ċlaḋ, back ridge, surface.

druimḟionn, white backed (cow).

duan, a poem, song; either dán or aṁrán

duḃaċ, sad, mournful, dejected.

dúil, element, creative.

dúileaṁ, the Creator.

## E.

eaċ, a steed. Eaċlaċ, horseman messenger.

éaċt, an exploit.

éaċtaċ, wonderful, extraordinary.

éagaim, I die.

eagar, arrangement, editing.

éagnaċ, murmuring; reproach.

ealaḋa, learning, art.

earraḋ, goods, property; dress, covering.

eas, a weasel. Also a waterfall.

easair, litter for cattle ; corn.
eascur, springing into ear, sprouting.
easgal, a storm of rain, tempest.
eidneán, the ivy.
éigeaṁ, crying out ; bewailing ; a shout.
éigeas, poet (éigse).
éil, ale.
eilit, a hind, a doe.
éiṁġe, éigeaṁ, shouts.
éirceaċ, a heretic.
éirleaċ, havoc.
eolas, ar an eolas, on his keeping.
eon, éan, bird.

## F.

fán, wandering. Ar fán, astray, in exile.
fánaċ, idle, useless.
fánaiḋ (fán), incline, slope. Le fánaiḋ, headlong down.
fánnuíoċt, wandering.
fann (faon), weak, infirm, languid.
faolċú, a wolf ; a fierce warrior.
faraire, a brave man, a soldier.
fásaċ, wilderness, desert.
fáṫ, a cause. Ní curṫa i ḃfáṫ mo ġlór, my voice is not to be heeded, I am not to be taken too seriously.
feallsaṁnaċt, philosophy.
feannaḋ, flaying, stripping.
fearaċoin, warriors (fear-ċú).
feart, power, deed, miracle.
féiṫ, a vein, sinew ; a swamp, a marsh.
fiaḋantas, wildness.
fiar, twisted, slanting, warped.
fiaṫaile, weeds.
fioċṁar, fierce, wrathful.
fioḋ, a tree, a wood (fiḋ).

fionnaim, I know ; I see, observe, find.
fliaḋ, chickweed.
fógairt, proclaim, decree.
fogas, near, close to.
fóir, help. Ṫar fóir, irreparable, extravagant.
fonn, a tune ; a desire ; land.
foraḋ, a seat, bench.
forgaois, a forest, the haunt of wild beasts.
foscaḋ, a shelter.
foṫraċ, a ruin.
fraoċ, heather.
fraoċ, fury. Fraoċḋa, furious. Also fraoċṁar.
fras, shower (of tears).
fuaimint, sounding, resounding.
fuinneaṁ, energy.
fuinnim, I knead. An glór ná fuinntear le gaois, the language that is not wedded to sense.
fuireann, (plu) fóirne, a band, tribe ; people.

## G.

gad, a withe, a twisted twig, a gad.
gairm, call, summon, calling.
gal, breath of wind ; steam.
galla ḃoc, a foreign buck, used of the English.
garraiḋe, potato-field ; small garden.
gasán, stem, stalk, plant.
geaṁar, green corn ; blade of corn.
gean, affection, love.
géiḃeann, fetter, prison.
géim, game ; a groan.
géimriġ, lowing of cows.
glac, hand, grasp.
glé, clear, pure, perfect.
gleo, noise ; strife, battle ; grief.

gleoite, neat, delicate, charming.
gliadar, talk, chattering.
gliogar, vain empty noise, prattle.
glór, sound, voice ; speech, language.
gnaoi, countenance. Also gne.
gó, deceit, lie.
grág, cawing of a crow, booming.
grán, grain, shot (gráinne).
greadadh, beating, pressing, scorching.
greas, a time, a bout, a spell (dreas).
grinn, of fun, funny (greann).
groidhe, spirited, big-hearted.
gruadh, brew.
gruagach, magician, wizard.
gruaim, gloom, bad humour, frown.
goirt, salt, bitter ; léan goirt, bitter woe.
gonta, concise, brief.
gustalach, wealthy, pompous.

## H.

halbart, halbert.
hiráil, hiring, hiring fair.

## I.

iall, a leash.
iath, land, country.
ibhim, I drink, quaff.
ingréim', harrying.
inbhear, the mouth of a river.
íoc, payment, requital.
ioldaithe, illuminated.
íomháig, an image, a simile.
íomhágtacht, imagery.
ionmhuin, beloved, dear.
íota, an excessive thirst.

iotla, haggard, granary.
iubar, the yew tree.

## L.

láib, mud, mire.
lann, a sword, swordblade.
leagan, a version, a variant.
léan, grief, misfortune. Lá leoin, a woful day.
leannán, a lover.
leasú, manure, dressing.
leaṫaḋ, opening out; perishing.
leiḋbim, I smite.
leirg, a path, a track (lorg).
léirscrios, utter destruction, desolation.
leiṫ, side; fé leiṫ, separate; cuirim i leiṫ, I impute, ascribe; i leiṫ ár sláinte, dependent on our health.
liaċt, a great number; a liaċt, so many.
liaṫḟolt, gray hair.
linn, a pool; a period.
lionṁar, numerous, plentiful.
liṫ, colour, complexion.
lobar, a leper; a sick person.
loma luain, my dire affliction.
lom ċreaṫaċ, lean and trembling.
lonnraḋ, brightness, shining, flashing.
lorg, a trace, a footstep. Mic ríoġ do leanfaḋ a lorg, etc., if I found east or west princes. who would follow their footsteps.
luam, an abbot, a prior.
luascaḋ, swaying, rocking.
lúna, Luna (Latin), moon.

## M.

mágcuaird, about.
mairg, woe, sorrow, pity.

maite, chiefs, nobles.
maise, beauty.
maoiḋim, I boast, I praise ; I grudge.
maoileann, brow of a hill, a summit.
maol, maol do ṁúr, the bare ridge of your walls.
maol-ċloċán, a bare heap of stones.
marḃna, an elegy.
masluiġim, I reproach, insult, scandalize.
meadair, metre. (Also meadar, meidreaċt).
meanma, courage, high spirit, magnanimity.
meas, fruit in general (meas ar gaċ sórd).
meat, decay, blight, failure.
méinn, mind, disposition.
meirge, a banner, a standard.
méirleaċ, a rebel ; a spoiler, a foreigner, robber.
méirse, a fine, a reward.
míol, an animal ; míolta gearra, hares.
mion-daoine, little persons, small creatures
móide, all the greater ; probable.
múr, a wall, a rampart.

N.

neanṅtóg, a nettle.
neamboċt, not poor, opulent.

O.

óg, a virgin ; holy.
oiġre, an heir.
oireaċt, a gathering of the clan, a clan.
ois-ḟeoil, venison.

P.

páirt, part ; im páirt, to befriend me.
páis, passion.
paisiúnta, passionate.
pár, parchment.
plántaiḋ, plantations.

pléɪḋe, ᴀᵹ pléɪḋe le ċéɪle, discussing together.
poc, a he-goat, a roebuck; gentry.
póꞃ, race.
poꞃτúɼ, a breviary.
pꞃóɪnn, need, *i.e.*, thy fame does not need the light of poetry.
pꞃáɪɼc, wildness, extravagance.
pꞃᴀɪɼce, mess of pottage.
pꞃoɪnnτeᴀċ, refectory.

ꞃ.

ꞃᴀbᴀɪꞃneᴀċ, prodigal, lavish.
ꞃᴀċτ, a fit, a burst (of merriment or of weeping)
ꞃᴀᵹᴀɪꞃne, riot, dissipation, recklessness.
ꞃᴀobᴀċ, ripped; torn up condition.
ꞃᴀon, way, path, direction.
ꞃé, period, duration.
ɼé, the moon.
ꞃeɪc, selling, bartering.
ꞃéɪm, course; sway, power; courage.
ꞃɪᴀꞃ, serving, dividing, ruling.
ꞃɪᴀɼc, a marsh, a moor.
ꞃɪnn, a point, sharpness; a headland.
ꞃoɼc, a poem (ꞃoɼc cᴀτᴀ, a war song).

S.

ɼᴀɪll, fat meat, fat.
ɼᴀṁᴀ, sorrel.
ɼᴀṁluɪoċτ, imagination.
ɼᴀnnτuɪᵹɪm, I covet, desire, lust after.
ɼᴀoɪ, a sage, man of letters, a nobleman.
ɼᴀoɪꞃe, holiday.
ɼᴀoꞃ, a freeman.
ɼáꞃuɪᵹɪm, I surpass, I conquer, overcome
ɼcᴀꝼᴀɪꞃc, a fine, hearty fellow.
ɼcᴀɪɼτ, a bush, a hedge.
ɼcᴀnnᴀl, scandal.

scaoinse, a low, despised person.
scáṫ, shadow, protection, fear; scáṫ mo ċluas, protection of my ears, i.e. the wood; ar do scáṫ, for your sake.
scáṫṁar, frightened, timid, shy.
sceaṁ, a bark, a yelp.
scéiḋim, I burst forth.
scéiṫim, I betray, inform on.
sceoil, scéal.
sciaṁ, scéime, beauty.
scíos, weariness, fatigue, alas!
scléip, revelry, riot.
scoilteaḋ, splitting.
scoṫ, a flower.
scrios, havoc, ruin.
scur, ceasing, unyoking.
sealad, a space of time, a while.
séanaim, I deny; I avoid.
seang, slender, graceful.
searc, love.
seascair, comfortable.
séiṁ, mild, tender, placid, modest.
seisreaċ, a plough-team.
seod (séad), a jewel.
seolaim, I sail, steer, direct, guide.
sileaḋ, shedding, dropping.
silte, hewn down.
siolla, a syllable.
síolra, race, offspring.
sír eitilt, (síor), ever flying.
siúḃlaċ, swift.
slaod, a layer, a heap, a torrent.
sleasaiḃ (slios), side, border.
slím, smooth.
slioċt, a race, lineage; an extract.
smaolaċ (smólaċ), thrush.

smúit, dust ; mist, fog ; stain.
sníoṁaim, I spin, I twist, I weave.
snuaḋ, hue, appearance, face.
soċar, profit ; soċar agus doċar, profit and loss.
soġail, cheerful, luxurious.
soilḃ, pleasant, agreeable.
soilḃir, cheerful, merry.
son, a sound ; sonaim, I sound.
solamanta, solemn.
soraiḋ, blessing, farewell.
spealaḋ, scattering.
spéirling, a contest.
spiadaire, a spy.
spionnaḋ, strength, vigour.
spré, a dowry.
spreagaḋ, stirring up ; striking up music.
srait, a layer, a swath ; a tax ; quartering of soldiers.
sreaḃ, a stream.
stát, an estate.
stáruioċt, story-telling, reciting.
stiallaḋ, rending, tearing in pieces.
stuaiġ, an arch, a gable.
stuairín, a beautiful young maiden.
suaḋ, a poet ; a sage.
suaiṫte, violently shaken, deeply moved.
suanlios, a dormitory.
suantraiġe, a slumber song.
suġaċ, joyous, gladsome, playful.
suiḋeaṁ, a site, a setting.

T.

tafann, barking.
táiplis, draughts, backgammon.
táir, contempt, scorn, insult.
taisce, treasure, safe keeping.
taṁlag, weak, faint.

taomać, fitful, capricious; subject to fits.
teann, stiff, bold; gan ceann ná teann, without a head or strong leader.
teannaḋ, closing in upon (leis), tightening.
teangṁaim, I meet.
tearḃa, a want, that is (the cause) of defect in my sense, *i.e.*, their fate has caused my senses to fail.
teastas, a proof, a testimony.
tiġeaċt (teaċt), coming.
tím, spiritless, weak, small.
tioḋlaicim, I present, I offer as a gift, a donation.
tiuġ, thick; fast.
tláṫ, weak, languid.
tóḃaċt (táḃaċt), substance; a good reason.
toġairm, summons, invitation; (ḋom toġairm ⁊c) who used give me a hundred invitations to the house of jewels.
tom, a clump of trees, a bush.
toṁaiste, measured, rhythmical.
tor, a bush.
tráġaim, I drain, dry up, ebb.
tráṫ, time, occasion; canonical hours, office.
tréan, strength; strong, brave.
tréiṫ, weak, faint.
tréiṫe, qualities, characteristics.
treoir, guidance; strength, vigour.
tuar, an omen, foreboding.
tuarṫaiḃ, dry land, pastures.
tuaiṫḃeal, towards the left hand; north.
túirnín lín, night jar; bird.
tulċa (tulaċ), mound, eminence for assemblies.
túr, a tower.

U.

uaiḃreaċ, proud, haughty.
uaill, a wail, a lament.
úir, earth, clay, ground.

# Gluais.

## A.

Aicill .. .. Laoċ na nGréigeaċ ar léigear na Traoi.

Alastrom .. Rí Macedon agus árd-rí an doṁain ṫoir (356-323 A.D.).

Ándes .. .. Na sléiḃte móra i nAimeiriċe Ṫeas.

Át-Ċaol.. .. i naice Ḃiorra. Ḃí caisleán anso ar an aḃainn láiṁ leis an át. Ġaiḃ Sáirséal an treo so 1690, nuair do tug Diúic Berwick féin gcaisleán.

## B.

Baile an Róba i gCo. Ṁuiġ Eo.

Baile an tiġe ṁóir i gCo. Ṁuiġ Eo.

Balla .. .. Leat-sliġe idir Caisleána' Barra agus Clár Cloinne Muiris, Co. Ṁuiġ Eo.

Béarra .. .. i gCo. Ċorcaiġe. "Cailleaċ Béarra." Do réir an tseanċais, ḃí cailleaċ anso fad ó go raiḃ a hóige aici seaċt nuaire i ndiaiḋ a ċéile, i dtreo go raiḃ a clann agus clann a clainne 'na míltiḃ agus 'na dtreaḃċais daoine. Aċ d' imtiġeadar uile uaite agus i ndeire a saoġail ḃí sí go lom uaig-neaċ. Mar ġeall ar a seandaċt agus a huaigneas, tá sí 'na hioṁáiġ ar Éirinn.

Bill Bradaċ .. Liam III. Rí Sasana, 1689-1702.

Biorra .. .. Ar teorainn Uí bḟáilġe agus Tiobruid Árann. Ḃí Pádraig Sáirséal anso dá uair : 1689 nuair ċuir Tálbóid é ag liostáil saiġdiúirí agus 1690 nuair tugaḋ fén gCaisleán.

Boilbín .. .. Beann Boilbín i gCo. Sligeaċ. Is ann do ṁaruḃ Diarmuid ó Duiḃne an torc aċ do goineaḋ go géar é féin. D'ḟéadfaḋ Fionn mac Cuṁail é leiġeas aċ uisge do ḃreiṫ ċuige 'na dá bais ón dtobar. Aċ do doirtiġ sé an tuisge dá uair sar a ṡroiṡ sé Diarmuid as mioscais do agus an tríoṁaḋ huair, táinig sé déanaċ.

Bóinn .. .. Briseaḋ an caṫ ar rí Séamus anso, Lá Iúil, 1690.

Brian .. .. Brian Bóruṁa, Árd-Rí (1002-1014).

Brugmann .. Carl Brúgmann, Gearmánaċ, ollaṁ i nOllscoil Léipsig. Do scríoḃ sé a lán ar an Seana-Ġaeḋilge.

C.

Caiseal .. Caiseal na Muṁan, Co. Tiobruid Árann.

Calpruinn .. An ainm aḃí ar aṫair naoṁ Pádraig.

Caoilte mac Rónáin. Taoiseaċ ba ṁór cáil ar an bḟéinn agus gaol d' Ḟionn féin. File agus scéaluiḋe a b'eaḋ é. Do réir na Fannuioċta, do ṁair sé go haimsir Pádruig agus do ċuidig sé leis an naoṁ ċun dliġṫe na nGaoḋal do scríoḃaḋ síos ar pár.

Ceann Copa .. i n aice Cill dá Lua, rat Briain.

Cearra .. .. Co. Muiġ Eo. idir Caisleána' Barra agus Loċ Cearra.

Cill Aodáin .. i gCo. Ṁuiġ Eo, i naice Coillte Maċ. Is ann do rugaḋ Antoine ó Reaċtúire, 1784.

Cill Cais .. i gCo. Tiobraid Árann timċeall le sé míle ó Ċluain Meala. Bí caisleán ag dream éigin de ṁuintir Buitléirann.

Clár .. .. Co. an Cláir. "Clann Tiġearna an Ċláir," .i. ag síol Briain Boruṁa a bí an tiodal gallda sain.

Clár Cloinne Muirir. igCo. Ṁuiġ Eo.

Clár Luirc .. .i. Éire. Tá Rat Luirc ann fós i gCo. Ċorcaiġe.

Cluain .. .. Tá sé sin go hana-ċoitċeannta ar áiteanna. Ní fios i gceart cioca cluain atá anso i gceist.

Coillte Maċ .. i gCo. Ṁuiġ Eo.

Conn .. .. .i. Conn céad-ċataċ, árd-rí 177-212 A.D. "Céile Ċuinn," .i. Éire.

Cú Ċulainn .. Féaċ "Táin Bó Cuailnge."

Cúlaċ .. .. i g Ciarruiḋe, Cúl Beite i naice Lios tuatail, is dóċa.

Cuileann ó gCuanaċ. i gCo. Luimniġe. Is anso do táiniġ Pádraig Sáirséal ar ḋíorma Ṡasanaċ a bí ag triall ar Luimniġ le púdar agus gunnaí móra. Scrios sé iad, Lugnasa 11, 1690.

## D.

**Dál gCais** .. .i. clann agus clann cloinne Cais an tríoṁaḋ mac a bí ag Olliol Olum Rí na Muṁan, 237 A.D. Nuair deineaḋ dá leaṫ den ċúige, fuair Dál gCais Tuaiḋ-Ṁuṁa. Is asta do síolruiġ Brian Boruṁa.

**Dall (an)** .. Tugtar an Dall sa ḃfilíoċt ar Longinus an saiġdiúir Rómánaċ do sáiḋ a sleaġ tré ċroiḋe Íosa le linn an Ċéasta.

**Deirdre..** .. Bean Naoise. Féaċ "Oiḋe Ċloinne Uisniġ."

**Éadair ..** .. Beann Éadair i naice B' l' Áṫa Cliaṫ.

**Ealga ..** .. Inis Ealga, .i. an t oileán uasal .i. Éire.

**Éamon an Ċnuic** .i. Éamon ó Riain. Rugaḋ é i d Teampall Beag i mbarúntaċt Cill na Manaċ, Co. Tiobruid Árann. De ṁuintir Duiḃir dá ṁátair. Do ceapaḋ don Eaglais ar dtúis é; aċ tar éis dó teaċt abaile ón bFrainnc, bí air éiriġe as an ngairm sin toisc troda éigin 'nar gaib sé páirt. D'éiriġ sé amaċ leis na Gaeḋlib 1689-91 agus do bí sé ar a teiċeaḋ tar éis léigear Luimniġe. Tá sé na luiġe i naice Faill an Ċluiġ, i mbarúntaċt Cill na Manaċ, do réir Seáin uí Donnabáin.

**Éiḃear ..** .. Mac Míleaḋ as ar síolruiġ sliocht Gaeḋeal. Nuair do roinneaḋ Éire ar ċlainn Míleaḋ, fuair Éiḃear an deisceart. Síol Éiḃir .i. sleaċta an deiscirt nó a bfurmór.

Éirne .. .. An aḃa i gCo. Fear mannaċ.

Éisc .. .. Talaṁ an Éisc .i. an t oileán mór lastoir de Ċanada. Ḃíoḋ trádáil mór éisc idir Port Láirge agus an tír sin. Ċait Donnċaḋ Ruaḋ tamall dá ṡaoġail tall.

Eoġan Mór .. .i. an mac ba ṡine do ḃí ag Olliol Olum, rí na Muṁan 237 A.D. Is as do ṡíolruiġ an Eoġanaċt, taoisiġ Deas-Ṁuṁan sar ar ṡáruiġ Dál gCais iad. Leis an Eoġanaċt do ḃain muintir Ċárta, Ó Caoiṁ, Ó Súileaḃáin, Ó Donnaḃáin, Ó Matġaṁna.

F.

Feoir .. .. An aḃa a riteann tré Laoiġse agus Co. Cill Coinniġ go cuan Port Láirge.

Fionn .. .. .i. Fionn mac Cuṁail. Níl teora leis an sgéaluíoċt 'na ḃfuil tráċt air. Sé a ḃí i gceannas Fianna Éireann. Do tuit sé i gcat ar Át Ḃrea cois Ḃóinne 283 A.D.

Fíníní .. .. Do ḃunuiġeaḋ iad ag Séamus mac Sliaḃna 1853.

Flann .. .. Ard-rí Éireann. "Aolġort Ḟlainn," .i. Éire.

G.

Gáile .. .. Aḃa i dtuaisceart Ċiarraiḋe. Téiġeann sí isteaċ 'i 'n aḃainn na Féile.

Gailing .. i gCo. Muiġ Eo.

Gofraiḋ ó Dálaiġ  Bárd a b'eaḋ é. Do ṁair sé sa 14aḋ aois. Fuair sé bás timċeall, 1387. Gofraiḋ Fionn do tugtaí air. Sliocṫ mór bárd a b'eaḋ muintir Dálaiġ agus bí Gofraiḋ Fionn ar na Bárdaiḃ is mó clú a bí ann. Tá a ċuid filiocṫa ag an atair L. mac Cionnaiṫ san *Irish Monthly* (1920- ).

Gréig .. .. Tugann Eoġan Ruaḋ "Gréigeaċ" ar Séamus mac Gearailt mar ceaptí gur ón nGréig tríd an Iodáil do ṫáinig na Gearaltaiġ go hÉirinn.

I.

Ír .. .. .i. Mac Míleaḋ. Do báḋaḋ é ag teacṫ i dtír do ċlainn Míleaḋ agus do cuireaḋ é ar Sgeilg Míċíl. Tá cuid de sleacṫaiḃ móra na Muṁan síolruiġte as. Dá bríġ sin is ionann síolra Ír is Eiḃir agus Gaeḋil Leiṫ Moġa nú Gaeḋil an deisceirt.

Iveagh .. .. .i. Lady Iveagh. Máiġréad de Búrca a b'ainm di. Inġean do Iarla Ċlainne Riocaird a b'eaḋ í. Do pósaḋ í le Tiġearna Iveagh ar dtúis agus don tarna huair, do Tomás de Buitléir as Cill Cais i gCo. Tiobruid Árann. Fuair sí bás 1744. Deirtear gur mac léiġinn de ṁuintir Laiġin a ċum Caoineaḋ Cille Cais, mar is í Lady Iveagh a tug tabairt-suas air agus a ċabruiġ leis beiṫ na sagart. Deirtear leis gur easbog de ṁuintear Buitléir an tEasbog a luaḋtar sa Ċaoineaḋ.

## L.

**Liam** .. ..i. Liam III. rí Sasana, 1689-1702. Tugtar Ḃill bradaċ air san aṁrán.

**Luimneaċ** .. Dionnsuiġ Rí Liam an ċaṫair sin, mí Lughnasa 9aḋ—29aḋ, 1690, agus do briseaḋ air.

**Lucan, Lord** .. Do deineaḋ Iarla de Ṗádraig Sáirséal, 1691. Ḃí caisleán agus fearantas aige san áit sin láiṁ le Ḃ'L' Át Cliaṫ agus is ón ḃfearantas sain do ṫug sé an tiodal sin leis.

**Lúteáras..** .. .i. Luther, 1483-1546. Is ionann clann Lúteárais agus na Sasanaiġ anso.

## M.

**Máguidir** .. Maguidir Fear Manaċ. Aoḋ Maguidir do ṫuit i naice Caṫair Ċorcaiġe 1600 atá i gceist anso, is dóċa. Dein sé coṁrac aonair le St. Leger agus do ṫuiteadar araon.

**Máiġ** .. .. An aḃa a ġaḃann tré Co. Luimniġe isteaċ sa t Sionainn. Cois Máiġe a ḃí coṁnuiḋe ar Seán ó Tuama agus Aindrias mac Craiṫ. Féaċ "Filiḋe na Máiġe" leis an aṫair P. Ó Duinnín.

**Mis** .. .. (1) Tá Sléiḃte Mis i gCiarruiḋe idir Caisleán na Mainge agus Tráiġ Lí.
(2) Tá Sliaḃ Mis i gCo. Aondroma i naice an Ḃaile Ṁeaḋonaiġ mar a mbíoḋ Pádraig ag aoḋracht uair.

Mitchel .. .. .i. Col. John Mitchelbourne a ḃí 'na ċeannuirraiḋ ar Doire agus 'na ċaptaon i narm Liam, 1690.

Murċaḋ .. .i. mac Briain. Ṫuit sé i gcaṫ Ċluain Tairḃ, 1014.

N.

Nennius .. fl. 796 A.D. Sé do scríoḃ *Historia Britonum* cúntas laidne ar stair na mBreatan. Tá cnuasta ann na sgéalta a ḃain le "Rí Artúr agus an Bórd Cruinn"; agus curtar mórspéis ann leis mar tugann sé tuairisg ar stair litearḋa na nGaoḋal ón séiṁaḋ go dtí an naoṁaḋ aois.

Naoise .. .. .i. An mac ba ṡine de ċlainn Uisniġ, agus céile Deirdre.

O.

Ó Duiḃir .. Deirtear gurab é Seán ó Duiḃir, coirnéal, a ḃí ag troid i gcoinniḃ airm Ċromuil i gCo. Tiobruid Árann agus Co. Port Láirge timċeall 1650, atá luaiḋte san aṁrán. Taréis an ċogaiḋ, d'imṫiġ sé tar lear go dtí an Spáinn le cúig céad d'á ḟearaiḃ.

Oileán .. .. .i. Oileán Ċiarraiḋe.

Oisín .. .. .i. mac Ḟinn ṁic Cuṁail. Taréis páirt do ġabáil dó le Fionn agus leis an bḞéinn i nġaċ caṫ mór agus seilg, do ṫáinig Niaṁ Ċinn Óir á ṁeallaḋ go Tír na nÓg. Nuair d' ḟill sé ar Éirinn, ḃí Pádraig naoṁṫa roimis ag teagasc. Do réir an tseanċais, d'iompuiġ Pádraig é, ní gan mórán d'á ḋuaḋ d'ḟaġáil. Is mó sgéal agus eaċtra d'innis sé do'n naoṁ agus is mó agallaṁ acrannaċ a ḃí eadorta.

P.

Pokorny .. .i. Julius Pokorny, ollaṁ le Gaoluinn i n Ollscoil Vienna. Taréis ḃáis do Cúnó Meyer, do deineaḋ ollaṁ de i n Ollscoil Berlin. Sgríoḃ sé a lán ar an Sean- Ġaoluinn.

S.

Sáirséal .. Do ġaiḃ sé mór-páirt sa coġaḋ i gcoinne Rí Liam, 1688-91. Taréis Siotcána Luimniġe, do ṫreoruiġ sé na Géanna Fiaḋna tar sáile. Ḃí sé láiṫreaċ ag caṫ Steinkirk, 1692, deineaḋ marechal de France de 1693 agus do tuit sé an ḃliain céadna ag caṫ Landen.

Samson .. .. Ceann de ḃreiṫiṁ na nIúdaċ.

Sceaċaċ an Ṁíle. i gCo. Ṁuiġ Eo i naice Cill Aodáin.

Sláinge .. .. i gCo. na Miḋe ar an mBóinn. Ar maidin, lá an ċata, ċuir Rí Liam 10,000 fear le Douglas i dtreo droiċead na Sláinge ċun teaċt ar cúl ar arm Ṡéamuis.

T.

Tálbóid .. Risteárd Tálbóid, dein Rí Séamus diúic Tír Connaill de. Sé a ḃí i gceannas i nÉirinn nuair do díbreaḋ Séamus as a ríoġaċt. Fuair sé bás i Luimniġ, Lugnasa, 1691.

Traoi .. .. i nÁsia Minor. Do dein na Gréig léigear deiċ mbliain ar an gcaṫair.

Tréin .. .. .i. Tailc mac Tréin. Sé do ċuir caṫ Ċnuic an Áir ar an bFéinn. Taréis na mílte laoċ acu do ṫreascairt dó, do ḃuaiḋ Oscar mac Oisín air agus do ṁairḃ sé é. Féaċ "Caṫ Ċnuic an Áir" (Leabar na Laoite).

U.

Uisniġ .. .. Clann Uisniġ .i. Naoise, Áinle agus Arḋán. D'éaluiġ Deirdre leo go hAlbain ó ríġteaġlaċ Ċoncuḃair ṁic Neasa. Taréis tamaill, do meallaiḋ tar nais go hÉirinn iad fé ċoimirce Ḟearġuis ṁic Róiġ. Aċ d'imir Concuḃar an feall orta agus do marḃuiġeaḋ iad i dtiġ na Craoiḃe Ruaiḋe. Féaċ Oiḋe Clainne Uisniġ.

V.

Valparaíso .. Príoṁ-ċalaḋ Chile, san Ameirce Ṫeas.

## IASAĊT.

Ar na leaḃra so ṫíos agam, is mó do ṫoġas mianaċ an duanaire seo. Uaireanta, nuair do b'ḟada liom nó ba ḋeacair liom an duan ar fad, do ḋeinear é do ġiorrú mar is don aos foġluma a ceapaḋ an cnuasaċt. Go maiṫtear dom é.


Hardiman's Irish Minstrelsy 3, 14, 22, 34, 38
Daly's Miscellany ... ... ... ... 37
Poets and Poetry of Munster ... ... 23
Songs of Raftery (Hyde) ... ... 9, 30, 42
Maidin i mBearra (Bergin) ... 2, 5, 8
Cuisle na hEigse (Cuirtéis) ... 10, 12, 36
Gut na mBárd (Tórna) ... ... 21, 31
Dánta Ṡeaṫrúin Céitinn (Mac Giolla Eáin) ... ... ... ... 39, 45
Céad de Ċeoltaiḃ Ulaḋ (Ó Muirġeasa) ...... 18
Filí na Máiġe (Ó Duinnín) ... ... 44
Aṁráin Eoġain Ruaiḋ (Ó Duinnín) ... 29
An tAiṫriseoir ... ... ... ... 26
Gut ón mBreatain (Tórna) ... ... 16
Bealtaine, 1916 (Bearlaí) ... ... 17


Féaċ leis Ceol Siḋe agus Duanaire na Macaoṁ.